# ...htra an Ġobbáin Saoir

# so.

teird de hindeberg,

Sagart do na Déiriḃ do scríoḃ.

## Reul a Luaġ.

Iar n-a chur i gcló
Muintir Uí Raiġill is Mac Chuirc,
i dTráiġlí, i gCiarraiġe,
an ba ṡlán 1910 bliadna don Tiġearna.

# Greas Fuirseórach-ta é so.

## IS É IS TIODAL DO .I. COIR IN AĠAIḊ IN CHAIMM ⁊ CAMM IN AĠAIḊ AN CHOIR.

ATÁID IN AON IONAD .I. I DTIĠ AN GHOBB-BÁIN SAOIR TEACHTAIRE Ó RÍGH ṠEAN-ṠASNA, AN GOBBÁN SAOR ⁊ A ṀAC.

T. Bail ó Ḋia oraiḃ.

G. Dia is Muire duit is Pádraig. Suiḋ síos ċun na teineaḋ. Naċ fia-ḋain an aimsear í míle buiḋeaċus le Dia.

T. Atáim buiḋeaċ díot. Is fiaḋain sin. Ní'l aon fuaċt orm. Ní ró-fuar an lá é ar aon ċor anté do ḃeaḋ ag corraiġe. Ní fuaċt aċt fán atá orm,

M. Marsa is iomḋa duine mbíḋ araon air.

T. Is iomḋa sin. Aċt ní beag liomsa an taon-ċeann aṁáin orm.

G. Agus cadé an fán atá ort.

T. Atá, siuḃal réiḋ is róḋ, is cnoċ is cruaċ, móin is maċaire, áṫ is uisce, droiċeaḋ is daingean, sliaḃ maol ⁊ sliġeaḋ moṫaraċ ar fuaiḋ na hÉireann, óna bárr gá bun, ⁊ ó Ḃaile

Atá Clíṫ Laiġean go léim Conċulainn amaċ.

G. Marsa b'ḟada iad do ṡiuḃalta. Agus cad tug ort an ċuaird sin do ċur díot maran mirte leat a iarfaiġid díot.

T. Ní mirte sin. Baḋ ṁóide é m'eolus go ceann mo ċonaire fios mo ṫurusa do ḃeiṫ ag cáċ.

M. Agus cadé an rud é.

T. Long an Ġobbáin Saoir agus a ṁic. Rí Ṡean-Ṡasna do ċuir uaiḋ me dá long. Atá caisleán aige le tógḃáil agus adeirtear ag an ċoitċeantaċt gor ḃuaiḋ so agus a ṁac ar a ḃfuil do ċeardaiḋiḃ ar doṁan. B'ail-leis an ríġ se againne gombaḋ ḟearr a ċaisleán féin ar áilneaċt ar aoirde ar méid agus ar maise ioná caisleáin na cruinne agus sin é an ċúis a ḃfuil sé ag cuardaċ an doṁain ṁóir ag long ċeardaiḋe a ḋionġḃála. Agus ceardaiḋe a ḋiongḃála dona leiṫéid-se do ḋún ríoġ agus do lios ró-ḟlaṫa ní'l le fáġḃáil beo ná marḃ aċt an Gobbán.

G. Maise pé duine is déiḋeanaiġe do ġuiḋ bun bóṫair agus deireaḋ bealaiġ leat níor ḃ'olc an tuairim uaiḋ é.

T. Cionnus. Cia atá agam ar aon ċor.

G. Mar mise an Gobbán Saor sin atá tu do iarraiḋ.

T. ISeaḋ is tu sin. An dá ríriḃ atá tu.

G. ISeaḋ go deiṁin.

T. Ḟeuċ ar sin leat anois. Agus mise ní ċreidfinn go raḃais i ngiorracht da ḟiċead míle uaim. An bḟuil céird agat.

G. Atá rud beag.

T. Marsa deallraḋuiġeann tu le ceardaiḋe clisde ḋam.

G. Maiseaḋ ní'l me aċt leaṫ-ċuiḃearaċ.

T. A ndearna tu aon ġaisceaḋ riaṁ.

G. Dorinġneas. An lá raiḃ caṫ Muiġe Tuireaḋ dá ċur do ḃí Goiḃne goḃa sa ċeardċainn ag deunaṁ na n-arm do Ṫuaṫaiḃ Dé Dannan, agus do ḃios-sa ag deunaṁ na gcrann dorna gáiḃ agus dorna sleaġaiḃ. Doġnioḋ Goiḃne goḃa na sleaġa le trí builleaḋa don órd agus ba ḟéiṫ an buille déiḋeanaċ, sé sin ba buille sleaṁna nó maise do ċur air é. Doġnínn-se na cranna le trí snaga don ḃilleóig agus ba ḟéiṫ an snag

déiḋeanaċ. Do ċaiṫeaḋ Goiḃne na gáei a gobaiḃ teanċair go leanaidís san urrain. Do leiginn-se na cranna na ndiaiḋ agus ba leor an urċor sin dá ndaingniuġaḋ. Do leiginn na sronga indiaiḋ na gcrann go dtéig-dís tórrta soir isteaċ gusan loirig orra agus ba leor daingniġṫe dóiḃ an méid sin. Rugadar na fearaiḃ buaiḋ sa ngleo an lá sin. B' fuirir dóiḃ sin, do ḃí ceardaiḋi ṁaiṫe ag freastal faoḃar dóiḃ.

T. Do ḃí gan amrus. Is tusa an fear atáimse do lorg, ⁊ atá mo ṫurus-sa tabarṫa agam. Aċt fan leat go léiġe me do ḋintiuir atá innso agam duit.

G. Cadé an dintiuir.

T. Ó mairse fógraḋ ón ríġ ort-sa beiṫ ṫall aige féin ċum caisleáin do ṫógḃáil do ag Ḃinsor in Sean-Ṡasna seaċtṁain ón feil Ṁiċíl se ċugainn nó do ċeann ar cuaille ⁊ do ċroiceann ar sceaċ an lá na ḋiaiḋ.

G. Ó ṁaireaḋ is láidir an fógairt é sin ar ḋuine.

T. Ó marsa iseaḋ. Aċt is éigean damsa mo ḋualġus féin do ċoiṁlíonaḋ. Eist go léiġe me ḋuit é. Bainiḋ búr hata ḋiḃ in ainm an ríoġ (an méid se do léiġeaṁ do).

An toċtṁaḋ Henrí deug do ġrásaiḃ Dé rí Ṡasna ⁊ rí na Fraince ⁊ Tiġearna na hÉireann. Is é ċuireas fáilte agus féile roiṁ gaċ duine ⁊ daonaiḋe atá fa na smaċt ⁊ fa na reaċt in gaċ ríoġaċt tíoḋ sin aduḃramar, ag a ḟógairt orra an méid se im ḋiaiḋ. Mar atá fios do ḃeiṫ ag gaċ aoinneaċ eisteas léiġeas agus ṫuigeas bríġ an dintiúir se, go raiḃ is go ḃfuil, i ḃfód do ḟódaiḃ agus i dtalaṁ do ṫalṁantaiḃ na hÉireann, cearrdaiḋe ceannḟionn an ċlaonḃeart ⁊ cuirpṫeoir caoċḟrónaċ caeċ, darab coṁ-ainm an Gobbán Saor, spadaire saoir aḋmaid ⁊ mútóg milleaḋ maide, ⁊ whereas gorab beus don Gobbán Saor sin reuṁráiḋte caisleáin ċloċ-ḋaingne ċailce agus grianáin ġrianḋa glana do ḋeunaṁ do gaċ ceiṫearnaċ ċlaon ċamm agus do gaċ bandúiniḋ ḃacaiġ do ġramaisc na hÉireann is iad sin deunta aige níos mó maiseaṁla, níos leiṫe láidre, foṫa ⁊ fraiġṫeaċa ioná aon ċaisleán dá ḃfuil agam féin.

Ar an aḋḃar sin bíoḋ a ḟios ag an Gobbán saor reuṁráiḋte go ḃfuil sé do ḟiaċaiḃ air gan caisleán ná cruíceóg, botán ná bráca, do ḋeunaṁ do ḋuine ar biṫ feasta aċt dom féin, ⁊

tuille fós go ḃfuil sé sa ġeassaiḃ naoi n-uaire ḃeiṫ illeiṫ innso ċuġam seaċtṁain ón feil Ṁiċíl se ċuġainn agus caisleán do ḋeunaṁ daṁsa do-ḃeura buaiḋ beaṫa agus cruinne go deoiḋ, nó a ċeann ar spíce agus a ċroiceann ag gaḃáilt na gaoiṫe lá ar na ṁárac. Mise an toċtṁaḋ Henrí deug Réx.

G. O o! naċ iongantaċ an tor-taċ cainte atá aige. Cruaiḋ-Ġaeḋ-ealg atá innsin is dóċa.

T. Iseaḋ.

G. An eaḋ anois. Agus cad deir sé.

T. Nár ḋ'airiġ tu cad duḃairt sé.

G. Is ar éigean do ṫuigeas focal de.

T. Ní'l ann act ar méid aduḃart ċeana léat, caisleán do ṫógḃáil dó ḋuit-se nó do ċeann ar spíce.

G. Ia (eye-ye) scannraḋ is eaḋ sin mar ċaint. Caiṫfimíd dul ann is dóċa.

T. Ó marsa ní'l dul ar ionat ná euló ná teiċeaḋ.

G. Atá go maiṫ. Raċaimid nuair ḃeiḋ an garrḋa curṫa againn.

T. Seo caiṫfead-sa ḃeiṫ ag imṫe-aċt anois. Fágḃaim mo ḃeannaċt agaiḃ.

G. Ná iosṫá práta.

T. Ní iosainn. G. Go dtuga Dia raṫ ort mar sin. T. Go n-eirġe áḋ lib (é do imṫeaċt).

M. Ó ṁaiseaḋ imṫeaċt gan casaḋ air. G. Amen go dóiġte.



Atáid is an áit ċeudna inso an Gobbán agus a ṁac taréis don teaċtaire imṫeaċt.

M. Cait as sin. Naċ iongantaċ an dúil atá agat sa teiniḋ.

G. Cad atá sa teiniḋ.

M. Dada. Leis an sean-ċat do ḃí me.

G. An caitín boċt. Ní ḟeadar cadé an seaċrán ḃeir uirre nuair ḃeimíd ṫall.

M. Ia ṁaiseaḋ naċ í an teugar í mar ċat. Maiste geallaim-se duit go mbuainḟeaḋ sin a maireaċtain amaċ pé acu ṫall ná iḃḟus duit-se.

G. Ní ḟeadar, is baoġal liom gur bás le hocras beuraiḋ í.

M. Adeirim-se bás le hocras leat agus naoi mbuaiḋ na caitear-eaċta aici.

G. Cia rud iad sin ar son Dia.

M. Atá

Goid, braid is éigean
Ciuineas cos, is béice
Raḋarc in oiḋċe,
Suim i suiḋiste,

Is dearmad bean an tiġe aici.

G. Ia nać léir í an creutúirín boċt. M'anam í sin. Agus cad doġeunaimid leis an asal sin agus an gaḃráin oḋar gleoiḋte. Ar ḋeinis í do ċruḋ fós.

M. Ḋin me. Tomus.

Dá mbeaḋ gaḃar oḋar agat agus aḋḃar gaḃar
Agus gaḃar reaṁar do ċur na mbun
Is do ṫoga ġaḃar oḋar reaṁar agat
Cadé an ṁéid gaḃar do ḃeaḋ agat innsin.

G. Maiste do ḃeaḋ a ḃfuil do ġaḃair sa Ṁaothail agat.

M. Nać Tomus.

G. Leig dam féin. Ní feadar nać "gaḃaim sias" atá tu do ráḋ. Agus rud oile an sean-ḃoṫán so féin agus falmairí agus ceadés na h-Éireann isteać is amać ann. Ní'n aon scrios ar sean-ḃoṫán aċt gan teas tinteáin dá ġoraḋ.

M. Is ní'n aon strus ar sean-ċráin gan bainḃí bána dá locaḋ. Sin e a leaṫ-rann sin agat.

G. Leig dod' ċuid ġraibearaċt liom a fuaice gan sceim ort aċt magaḋ.

M. Sceim féin sceim gaċ aoinneić

agus mo sceim-se ar aoinneaċ.

G. Seaḋ, aċt ba ċóir go mbeaḋ sceim an tiġe-se anois ort, agus sceimle an ḃótair.

M. Ara ní'l leiġeas ar an gcaṫuġaḋ aċt é do smaċtuġaḋ le foiġne agus an smaċlaín crón do ċrúḋ go meiḋreaċ.

G. Seaḋ foiġneaṁ breaġḋa mar do ḃí ag Seáan sa ċroċ. Ṫeiceam ná fuiġḃtá-sa bean do ṗósaḋ do ċoiṁd-feaḋ an tiġ againn.

M. Cia hé. Mise.

G. Ní heaḋ aċt an cat.

M. Ía ṁaiseaḋ go mbaḋ coṁarṫa báis naoṁṫa do ḟaġḃáil duit do ḋíṫ céille. Dá ḃfaġḃaḋ an aois a riṫeann leis ní gáḃaḋ ḋuinn prátaḋa do ċur. Cá ḃfuiġḃinnse bean.

G. Í do ḃuaint do ċrann le cloiċ nó ar iomaire le ráinn.

M. Is ná fuiġḃinn ceann acu d'ḟaġḃáil ar drom talṁan agus tír na h-Éireann go trom fairsing fúṫa as so go dtí Dún Garḃán.

G. B'éidir nár ḃ'ammaileaċ an tsliġe sin féin duit. Faiġ duine acu cuma éigin.

M. Cad doġéaḃa me.

G. Faiġ bean ruaiḋ.

M. Bean ruaḋ rotlaċ.

G. Faiġ bean ḃuiḋe.

M. Bean ḃuiḋe ḃáirseaċ.
G. Faiġ bean duḃ.
M. Bean duḃ duaiḃseaċ.
G. Faiġ bean f onn.
M. Bean fionn faoḃraċ.
G. Faiġ bean ġeal.
M. Bean ġeal glaṁánaċ.
G. Faiġ bean donn.
M. Bean donn donn-duḃsamáiniḋ.
G. Is deacair bean do ḋiongḃála do ḟreastal duit. Ní'l a ṫuilleaḋ ann díḃ.

M. Ní fairsinge go dtí iad. Is fuirist a ḋfaġḃáil iad. Ní ċrútar bó is ní ṡiuḃaltar ród is ní'l aonaċ ná margaḋ, tórraṁ ná soċraid, ná aifreann Doṁnaiġ, ná bítear ag iarraiḋ baoġal d'ḟaġḃáil orrsa, dam lorg dom éileaṁ, ⁊ fearaiḃ naċ mé. Má sé an t-uisce an t-iomadaṁlaċt is í an bean is tánaiste ḋo. Mar ní lia gainiṁ i dtráiġ, braoin ar féiḋ-cnoc, sneaċta sléiḃe, ná iasc i líon ioná mná na hÉireann 'siad na gcarnaiḃ is na ndrongaiḃ gan dít gan dísc. Isé an sceannraḋ é an líon atáid. Is uaṫḃásaċ an sceul é, iad sin dá gcoṫuġaḋ ⁊ gorta ar ḋaoiniḃ.
G. D'airiġeas an ċaint sin ċeana ⁊ do pósaḋ na ḋiaiḋ iad. Ní'l aon tormus d'ḟear aċt beit ag cámus ar na mnáiḃ. An scléipire is ioṁḋa

cáineaḋ isé is luaiṫe ṗósfar. Bíoḋ ciall agat.

M. Ó seaċain ar a sórt me. Mé ḋam ċeangal go h-eug do ḋuine acu súd. Doġéaḃainn go bog lainnear leaḋbaċ leibideaċ nó sláimín salaċ no straoil gan strus. Is iomḋa sin doġéaḃainn tulcais gan teugar nó toicín túcáiliḋ nó circín caillige nó súdramán strupaire nó seibionaċ smaoiste nó mútóg mná nó preicleaċán pusaire nó ropaire rucáiniḋ aċt b'ḟearr liom an bás dam sciobaḋ ioná beiṫ dom luaḋ le na leiṫéid.

G. Ladús a ṁic ó. Caiṫ uait é. Isé an rud atá uait cailín deas ciallṁar mbeaḋ gaois is gastaċt inti, tiġeas is tairḃe. Bean mbeaḋ fios a gnó aici, seasaṁ imbaoġal, ⁊ do scuab-faḋ an margaḋ. Ní fuláir do ḋuine boċt beiṫ léir ⁊ an saoġal-so ċoṁ millteaċ mallaiġṫe sin. Do ċroċfaiḋe an té do ḃeaḋ maol. An méid daoine atá ag sceilpéireaċt anois do ḃeaḋ an duine macánta síos de.

M. Ní gáḃaḋ ḋuit é sin do ċur san áireaṁ. Fuaradar an sórt sin go léir bás leis an bpuic.

G. Iseaḋ. Atá a ḟios agam. Aċt adeirim leat anois go b'í atá uait, bean ċiallṁar ġasta.

M. Is cá bḟuiġḃtear í.

G. Cad is dóiġ leat don ġearr-ċaile se atá tall ag bun na coilleaḋ.

M. B'í inġean Cáit. B'í an sean-scraith piġin sin. Atá gob uirre ċum gobaireaċt agus soc uirre ċum socaireaċt. Ar m'ḟalaing cé gor geur liom gorta baḋ ṁait an ṁal-airt ar luime ḋuine ċlainne le Cáit í.

G. Ní hí aċt inġean Bill ruaiḋ an tsean-ḃrísta. Sin cailín canta ḋuit. Ní ḟaca me riaṁ leaḋbaċ í, ní ḟaca me riaṁ gaḋgaċ í, falmaireaċt ar bóṫar ná ag lorg iasaċt aoinneiċ. Atá feuċaint strus is sprioc uirre, sí cúlċas déid-ġeal taiṫnioṁaċ, 7 toġa na mbonn idir í 7 talaṁ. Buain an ċluais se ḋíom nó gor garta í.

M. Atá a ḟios agam an tiġ sin. Ní ḟaca me aoinneaċ riaṁ ann ag gaḃáil tar bráġaid dam. Lé linn gaoṫ anoir do ġaḃainn an tsliġiḋ sin is dóċa. An cúldorus do ḃíoḋ os-cailte acú. Ní ċuirfeaḋ cráin muice an dorus béil bóṫair isteaċ orra.

G. Neuċ, ní'l creaċ aċt dorus leaċta ar leaċtaoḃ bóṫair. Do ḃeidís sin bacaiġ agus geocaiġ an dúiċċe isteaċ ag iṫe do ċoda ort. Ní ḃfuiġḃteá an dorus d'ḟeicsin acu. Agus ní'l lúdaiḋe ar an mbaile ná beaḋ fa do ċosaiḃ istig agus ní ba ċead ḋuit do toċhur féin acu. Is

deas an rud féile agus fairsinge le tráċt uirre i dtiġ an óil aċt do-ġéaḃthá tráċht uirre gan ró-ḋíol as. Aċt ná bac le boṫán mbeaḋ clab air ag súġaḋ gramaisc na sliġeaḋ isteaċ ná le haon duine clainne do ṫógfaiḋe ann ná do ṫiocfaḋ as. Beiḋ tu fad ṁarfa tu ag tuitim leo agus do ċuid dá sciolpaḋ ag cóbaiġ. Aċ más mar h-oiltear atá gaċ dalta atá greim ag n-a meuraiḃ si ar a bpingin. Is túirce do ḃogfá do ġob ḃís ġaḃann le fiacla oirċir do ċinn é.

M. Aċt cogair me se leat. Naċ dre im botháin agus gaḃair iad sin agus ní luċt bó ná capall.

G. Ṫit a ḃreall. Ná cloiseaḋ an talaṁ uait ċoiḋċe go ḃfuil amadán ar mo ṡlioċt, rud ná raiḃ riaṁ ar mo ċiniuḋ. Ná bíoḋ do ṁuinġin go deoiḋ a muintir maċa bó is muc ná a luċt na loinnide. An iomarc-raḋ den ḃiaḋ is é ró-ḃog is eaḋ ḋeunann síoḃraiṫi agus snáṁaiḋi dérna páirtiḃ. Na ceaṫanna bláṫ-aiġe a ḋuine, cnuic is cruaċa leitean, is roḃarteaḋa ḃainne reaṁair go n-aireóċá brúchtġail is geoin ina ndróllanaiḃ ar nós plubġail na meadraċ. Líonaḋ tar sáiṫ is an toċt dá múchaḋ. Damsa dalta an ḃuilg foṫrais nó smeuraċán saṁaḋa

do leanḃ mbeaḋ mrotamus ar liobarna leis doġeunasin leaḋb gan lúth. Aċt an coileán caol-deas fuair gorta i mbruinn agus do tógaḋ le lótaiḋi min-ḃuiḋe ⁊ cosmairt prátaḋa, caol-deoċ glaise um nóin nó anglais le linn cuigin do ḋeunaṁ ag luċt ime is gan leaṫ ná trian a ḋóċain d'ḟaġḃáil do ó oiḋċe Ṡaṁna go Bealtaine anonn, heuċ, atá rón mar do ḃeaḋ fraoċ ar ċlár a oċta sin. Atá deallraḋ is daṫ air, atá riġne cait ann, atá sláinte bric ann, agus do ḋíolfaḋ sé scata deichanḃar is da ḟiċid do ċlainn feirmeóraḋa ar aonaċ Ċoill ṁic Ṫomáisín.

M. Atá an ceart agat. Ḃíd na cnáṁna róċaol is an iomarcraḋ den ḃlonaig orra. Ḃíonn an leaṫar róliobarsaċ orra. Ní gnáṫ teann iad. Aċt toicim ca ḃfios duit gaois is gartaċt da ḃeiṫ insan ġearr-ċaile se Bill ruaiḋ an tresn-ḃríste.

G. Atá a ḟios agam go maiṫ go ḃfuil agus do ċruṫóċainn roiṁré ḋuit é.

M. Cionnus do ċruṫóċtá sin.

G. Triall do ḃuain aiste.

M. Seaḋ.

G. A ḃfeiceann tu an sean-ċroiceann ċaorać sin atá sa loċta, sean-ċroiceann fóisc Euḋmoinn na gcos.

M. Ar son Dia eist. Ní ḃeaḋ a

ḟios agat cá mbeaḋ fear do ḃraṫta.

G. Ṁaireaḋ gaoṫ a ġarsúin cia do ḃeaḋ ann.

M. Aċt ar eagla na heagla. Is fearr liom bás le haḋairt dom féin ioná an gad fa'n ṁuineul agam. Sé rud is luġa orm é. Act do ḃí tu dá ráḋ go mbeanfá triall airte. Seaḋ.

G. An sean-ċroiceann ḃfuil an lompaḋ air do ṫaḃairt di agus a ráḋ léiṫe é do ḋíol ar aonaċ agus an croiceann sa luaġ in aonḟeaċt do ṫaḃairt léiṫe don ḃaile arís.

M. Seaḋ, é do ġoid. Is feilminte an ċéird do ṁáṫair ṁuirir i. Anté ḃfuil an meur aige ní ḟeicfear caire na ċrios le hocras. Pé saoġal ḃeir ann le linn ġorta is aige ḃeiḋ sé.

G. Ó ní goid é an bouta-sa, cé ná cáinfinn mar ċleas é, aċt gaois is gliocas do ċaiteaṁ leis. Doċonnarc ag gaḃáil siar ar maidin í. Ag dul fa'n gcoill do ḃuain ḃrosna do ḃí sí. Beiḋ sí aniar gan stad. An nglaoḋfa me isteaċ uirre.

Ṁ. Atá go maiṫ.

---

Cáit do ṫeaċt ċuċa sin .i. do'n ġobbán agus dá ṁac.

G. Gaiḃ illeiṫ a Ċáit atá gnó agam díot. Agus cadé an sceul é a Ċáit.

C. Naċ ḃroṫallaċ an aimsear í

buiḋeaċus le Dia. Ó Dia linn (a heire do ċaiṫeaṁ di féin do Ċáit).

G. Massa ata t'eire innsin agat. Cadé an ṁeaḋċaint atá ann.

C. Atá timċioll oċt gcloċa nó mar sin. Ó ṁaireaḋ dré sceul. Cá bfuiġbinn-se sceul. Massa aoinneaċ bfuil duaḋ an tsaoġail air atá a ṁalairt do fuadar faoi seoċus ḃeiṫ ag lorg sceulta. Ní ḃeaṫóċaḋ muic dam ná ní ḋíolfaḋ a ċíos leis an maiġistear a raiḃ d'eaċtaraiḃ Finn ṁic Ċuṁail riaṁ ann. Atá fiċe rud ag glaoḋaċ orm. Atá baoġal na dtrí mbaoġal ar gur sa baile agam. Baoġal na leitean, í do ḃeiṫ stulcaiġṫe stumpaiġṫe ar an teiniḋ orm. Baoġal bainne na maidne atá sa ṗintín duḃ a ḃeiṫ sloigṫe ag an ċat orm. Baoġal oġ an ċircín ruaiḋ atá ag breiṫ amuiċ, é do ḃeiṫ alpṫa ag Cruger orm. Dá ṫoistiún a dos-éin orra agus beiḋ naoi bpingine an tseaċtṁain-se ċugainn. Aċt ní hé seanċus do ḋíolfaḋ an cíos dam a massa. Cad atá uait.

G. Maiste atá an saoġal ag rioṫ ort. Aċt buaiḋfe tusa air, mar is id ḋiaiḋ ḃeiḋ sé i ndeireaḋ na scríbe. Aċt cogair, a ndeunfá teaċtaireaċt ḃeag dam.

C. Doġeunainn réir duine ṁacánta aon am.

G. Seaḋ. Daoine macánta go léir sinn dar ndóiġ. Faiġ an sean-ċroiceann dam a Ṁaiḋc. Ní'l uaim aċt a iarraiġiḋ ḋíot a ḃfuiġḃteá an sean-ċroiceann caoraċ seo do ḋíol ar aonaċ 7 an croiceann sa luaċ do ṫaḃairt don ḃaile leat arís.

C. D'ḟeudfainn.

G. Maiseaḋ toġa na mbonn is toġa na mban. Seo cuir ċuġat é 7 tomáin leat. Beiḋ aonaċ Ḋún Gar-ḃán ambáraċ ann.

An Gobbán agus Cáit in aon ionad an so.

G. Bfuil an croiceann sa luaġ agat.

C. Atá a ḋaiḋ. Seo ḋuit an croiceann agus seo ḋuit a luaġ.

G. Ia, aileliu. Cad do ḃuain dó.

Ċ. Naċ é sin é. Ní ḋearna me aċt a lomairt. An olann do stoṫaḋ ḋe agus é do ḋíol ar leiṫ i leiṫ agus an sean-ċroiceann do ṫaḃairt don ḃaile liom. Ná fuil an croiceann sa luaġ innsin agat.

G. Atá agus ní'l. Do ṡílear gur clear éigin eile d'imireóċá air. Aċt ba ṁaiṫ an ċuiṁneaṁ uait í mar tárla. Doriġne tu do ġnó go maiṫ is go macánta.

C. Marsa ní aibeórainn naċ tairḃeaċ goiḋ is ropaireaċt boutaiḋe.

Aċt ná caiṫtear gan gábaḋ iad. Is fearr go mín tu nó gomb' éigean foġail. Atáid na daoine macánta go léir sa phoor-house.

G. Atá an ceart innsin agat.

C. Seo caiṫfead-sa peutar do ċur díom don ḃaile.

G. Atá an saoġal ag rioṫ i gcoṁnaiḋe ort.

C. Atá sin.

G. Ḟeuc ní ḃeaḋ a ḟios agat cá mbeaḋ do ċuid de go minic.

C. Cionnus.

G. Cad adeurṫá le Maiḋc.

C. Buaċaill breaġḋa bríoġṁar. Cos ná láiṁ leis ní ċáinfinn. Aċt cad doġeóḃainn na ṫeanntaiḃ.

G. Atá, boṫán cinn tuiġe cloṫar. Asal sanntaċ sodraċ gor ḃinne leat cos anáirde doġeunaḋ ar ḃóthar síar nó soir duit ioná ceol dá ḟeaḃas. Gaḃairín oḋar gleoiḋte gor bleachtach in aghaiḋ an ṁéile í. Fiche cearc ag breith gach féile 'siad ar áilneacht a chéile ⁊ a n-aṁlann coiligh. Atá sceilpéireacht an dúthaigh agat i ngiorracht trí míle ḋuit idir goid agus déirc. Sceach ar doṁan i mbearnainn an punann ba ġiorra don chinnḟearainn. An fód móna do thuitfeaḋ don chruach ⁊ fód ná

tuitfeaḋ. Toraḋ na ngiorrach i gcúinne ġorta. Do chuiṁneaṁ féin leo sin mar thuilleaḋ is go ġcuire Dia rath ar do strus beag saoġalta.

C. Bíoḋ na ṁargaḋ.

Atáid innso in aon ionad an Ġobbán agus a ṁac, doirseóir an ríġ ⁊ an rí féin.

G. Bfuil an rí istiġ.

D. Cia hé tusa.

G. Mise an Gobbán saor ⁊ so mo ṁac.

D. Scrios leat as sin in ainm an diachair nó cuirfe mise na madraiḋe asat.

R. Cia tá innsin.

D. Atá falmaire geocaiġ do ṁuintir na hÉireann dtugtar an Gobbán saor air ⁊ a ḋailtín mic.

R. Ó scaoil isteach iad. Oscail na finneóga ar son Dia.

G. An tusa an rí.

R. Is me.

G. Gaḃaim párdún agat. Isé tug illeith me acht go dtáinig teachtaireacht uait dá ḟurail orainn teacht ⁊ caisleán do thógḃáil duit.

D. An treanchráin tnáithte do thát orra so. A bfacca aoinneach a leithéid do ṁurtar riaṁ. Bainiḋ búr hataí ḋíoḃ agus leigiḋ ar búr nglúiniḃ. Mairte sé sin féin é.

G. Go raiḃ maith agat a ḋuine uasail. Deanfad an trean-ṗlaiḋc díom már meabair leat é, acht ní ḟeudfainn leigint ar mo ġlúinib óir is siar atá meall mo ḋá ġlúine agus m'ioscaid roṁam.

R. Ná ḟeacaḋ tu aon ríġ riaṁ.

G. Ní ḟeaca a laoiġ.

R. Leig dóib. Daoine bochta simpliḋe is eaḋ iad. An croiḋe bog agus ceann gan chiall. Ní'l locht orra acht gor gnáth díoṁaín salach iad. Acht i gcúrsaib gaoise ní'l sí ag buain leo acht oiread is do ḃeaḋ le leanb. Doġéaḃthá iad do ṁeallaḋ le sop a dtarraingt le broth agus a gcrochaḋ le súgán. Ḋíol fad-sa fiach a sláinte leo nuair ḃeiḋ me féiḋ leo ar an ball. Ní ḃeiḋ i ndán dóib acht córda caol-ruġin cráibe ⁊ a dtuitim i ngabal na croiche. Acht leig dóib feasta. Tabair biaḋ agus bladar dóib anois ⁊ scaoil ag obair iad.

*Isan ṗroinn-tiġ dóib iarsin. An Gobbán ⁊ a ṁac ⁊ doirseóir an ríġ .i. an dáileaṁ.*

D. Seo-gib ithiḋ ⁊ ólaiḋ. Ná bíoḋ teora leis an teann acht eagla go scoiltfiḋe a i leathar. Seo anois.

G. Nár thuga Dia orainn bás ba ḃinne linn.

*An D d'imtheacht uatha leis sin.*

M. Is maith fear, fear tíġe i ḃfuilim. Ḟear fáilteach flaitheaṁail fairsinge. Ní ḟeadar baḋ laiġche beo.

G. Seaḋ fear féile na ḃfeill-ḃeart. Drannaḋ an ṁadra go deoiḋ agus gáire an tSasanaiġ. Gamall bog maol tusa ná cruinneócha ciall ná cruaḋas go gcruaiḋe an bás tu. Mairse ṁaireaḋ geallaim-se ḋuit go raiḃ meang go duḃ linn in a chroiḋe sin, ⁊ rún ár millte idir an dá ṡúil aige. Ó atá sé istiġ innsin go dóiġte. Cá ḃfuiġbthiḋe é. Do ḃí an camm sa díreach sa na ṡaor-thoil ⁊ rug sé an camm do roġa. Ḃeiḋ an camm na ḋíreach nó beid-sa in iul do sin. Ḃeiḋ plaiḋc air sada ḃeid-sa réiḋ leis ná bíoḋ eagla ort.

M. Cad doġeuna tu leis.

G. Cad doġeuna me leis acht naoi gcleasa an cheardaiḋi d'immirt air.

M. Cadé an rud iad sin.

G. Atá cleasa an chait agat acht ní ḃeaḋ cleas do chéird agat.

M. Atá cuid díoḃ. Ag foġlaim go fóil dam dar ndóiġ. Acht ní raiḃ a ḟios agam naoi gcleasa do chleasaiḃ do ḃeith ag buaint le céird.

G. Atá naoi gcinn d'árd-chleasaiḃ ann gan trácht ar na min-chleasaiḃ. Lorg meacain i ḃfail muice is eaḋ

lorg ceardaiḋi gan chleas. Seo ḋuit anois iad ⁊ caith do ṁeaḃair ⁊ do ṁachtnaṁ ⁊ t'aire leo. Atá do ṁaireachtain orra. Mar atá

Cleas an ṗúca, cleas an spíce, cleas an ṗacaire,
Cleas feadġaile an lúdaiḋi dúdáileaḋa, cleas an famaire,
Cleas an lagaireaḋa ar eudan chloiche fuaire
Fóirigeacht ó eirġe go headar-ṗuth
Marḃaiġdeóracht lá is bliaḋna
Agus cleas na gcleasa, an cleas nár chlis
Cois in aġaiḋ an chaimm ⁊ camm in aġaiḋ an choir.

M. Cadé an rud é cleas an ṗúca.

G. Eudaingean tógḃála tiġe. Is aṁlaiḋ doġnítear, leaca ar a bḟaoḃar sa fotha faoi, cuasa na ḃallaiḃ ar a ḟuaid, aḋmad gan fagaist agus díon gan fuaḋáil gan scolb.

M. Cad baḋ chor do ar sin.

G. É do ḃeith i riocht tuitim ⁊ tuitme go leagann ceud-ṗuth gaoithe Márta ar lár é. Acht ní cleas ceart an ṗúca é sin.

M. Cad eile.

G. An daingean eudaingean.

M. Cad é an rud é sin.

G. Atá, an tig do thógḃáil go

dinn daingean, ⁊ a leagaint i gcionn bliadna nó seacht mbliadna, do chur ar chomairche na gcoṁachta nach cóir a n-ainm do tharraing anuas.

M. Seaḋ múin an cleas sin dom.

G. Mar seo. An chloch do rachaḋ in achrann sa cheuchta ⁊ do leanfaḋ do ġob an tsoic ag treaḃaḋ, í sin do ḃerḃaḋ ar meiḋg ⁊ a chaitheaṁ naoi n-uaire ṫar ṁullach an tiġe in ainm an diaḃail.

M. Go sábála Dia sinn. Agus cleas an laġaireaḋa ar eudan chloiche fuaire.

G. Seaḋ méirseáil morteil ar eudan chloiche leath-s-amuiġ ⁊ an fuacht in a comm.

M. Agus an marḃaiġdeóireacht so adeir tu.

G. Sin cleas canta ḋuit. Cleas nár sáruiġeaḋ riaṁ is ná rugaḋ barr ná cluiche air. Atá greas oibre deas innsin agat. Ní'n creach ar sin acht obair. Dá laiġeaḋ é d'oibreóchthá is eaḋ is sia do ṁairfeaḋ do ġreas agat agus is móide do thuarastal as.

M. Is cad iad na gothaiḋe atá ag gaḃáil leis.

G. Atá, an morteul do ṁeascaḋ ar maidin is gan buain leis na ḋiaiḋ sin ón tráth go chéile. É sin do

ḋeunaṁ duit go ceann lae is bliadna.

M. Dar ndóiġ do ḃeaḋ sé leaṁ insin agat ⁊ ní ġéaḃaḋ greim ar aon chor.

G. Nach cumma ḋuit. Rachthá amach innsin ar maidin ⁊ adeurthá "Téiġimíd fa'n gcoill in ainm an Aṫar neaṁḋa indiu" is gan cuaille ná cipín crainn dairġe ná cuilinn ná fuinnseóige ná aon chrann eile do ḃuain duit go ceann lae is bliadna.

M. Agus a mbeaḋ do chuid is do chothugaḋ leat ar sin.

G. Do ḃeaḋ go teann. Do chuid féin ⁊ cuid do ṁic ⁊ bean do ṁic ⁊ do chonairt chon agus do ṁóir-ṡeisir muintire.

M. Agus an coir in aġaiḋ in chaimm ⁊ an camm in aġaiḋ an choir.

G. Labair go réiḋ. Ní cóir a nochtaḋ sin. Múinfiḋ an ḃliaḋain-so chuġainn duit é nó ní ṁúinfe. An clear is aoirde é nó clear gan áird. Más marḃaiġdeóracht clear na gcleara is é coir in aġaiḋ an chaimm ⁊ camm in aġaiḋ an choir clear thar clear na gcleara; mar is clear ár leara araon é nó clear ár gclaoiḋte. Ní leath 'má leath dóiḃ a maithear araon óir ní'l acht do ṁaireachtain ar an marḃaiġdeór-

acht acht is ar an gclear so atá do ṁarthain. Cuirfear ar crannaiḃ cinneaṁna é agus beiḋ a ḟios agat go fóil nó ní ḃeiḋ a ḟios.

M. Atá cuṁang roṁainn mar sin.

G. Atá cuṁang agus caol agus cuirptheacht roṁat. Atá sodar gan sugraḋ roṁat, atá rince an ġaid roṁat ⁊ caoile an ġaid ān ċuid is meara ḋe mar ní caol go caoile ġaid. Acht is treise Rí na bḟeart ioná rí na gcreach is go dtuga sin cuṁangar thar an gcuṁag orainn ⁊ cao thar caoile.

M. Marsa atáimid i dteanntaiḃ an da ḟichead. Acht cogair cadé an clear immireóchа tu ar an smíste-se.

G. Ní'n clear dona clearaiḃ do chuirear san áireaṁ duit idir mine ⁊ móra ná beiḋ ar siuḃal in aonḟeacht agam gomba fada leissin an lá ⁊ gomba sia ioná sin leis an oiḋche. Gombeiḋ fiuchaḋ feirge gan feicsin air, is gombeiḋ borrḟaḋ an uilc linn ag loscaḋ an chroiḋe aige is gan ar a chummus deunaṁ acht an gob gráḋṁar.

M. Mairse bainfimíd an sáṁán den treibionach.

G. Fanleat. Beiḋ saoġal sníoṁach ar súd ⁊ codlaḋ corsuantach fad

ḃeimídne réiḋ leis.

M. Cad doġeunaimíd indiu.

G. Téiġimíd fa'n gcoill in ainm an Athar Neaṁḋa.

An Rí 7 an doirseóir in aon ionad.

R. Beiḋ an caisleán nua deunta acu so i ndeireaḋ an ṁíosa so is dócha. Is gairid beiḋ an mí se ag teacht. Thoir beiḋ coṁnaiḋe innsin orainn. Baḋ ḃreaġḋa an saoġal duinn beith as so amach. Ba chuṁag liom an áit. Rud oile ba ḃaoġal liom gombidís daoine ag eiriġe ann. D'airiġinn tre'm neulta screuchaḋ na mban. Adeirthear aon taiḋḃreaṁ doġeunthaiḋe mar sin duit gur measa duit an ḃean iona an chú féin. Is mithid duinn teicheaḋ as. Acht tabair aireachus dóiḃ súd nuair ḃeid siad réiḋ. Is í mo ḃreith-se orra, ceangal na gcúig gcaol orra 7 a gcrochaḋ le teud. Ḃfearrde a rún é. Ca ḃfios do ḋuine ná rachaidís sin 7 ná deunaidís caisleán choṁḃreaġḋa leis nó ḃféidir níos fearr do ṁantacháinniḋ ṗrisliḋe éigin in a ndúthaiġ féin. Do ḃeaḋ leaḋḃ 7 ḃreall go deoiḋ innsin orm.

D. Go d'reach. Nuair ḃeid siad réiḋ. Acht a ḃfuil a ḟios agat ca choin thornóchaid.

R. Ca choin thornóchaid.

D. Seaḋ.

R. IS ná fuilid tar éis tosnuġaḋ cheana.

D. Ia ní'lio. Is gear dóiḃ sin mar cheardaiḋi tosnuġaḋ go dtaḃraid siad lá is bliaḋain againn ar aoiġiḋeacht. Do ṡaoilear go raiḃ fios sin agat cheana.

R. Go raiḃ fios sin agam. Ar ṁ' anam ná raiḃ. Agus cá ḃfuilid anois.

D. Amuich sa scioból.

R. Cad táid siad do ḋeunaṁ.

D. Toirrchim suain ⁊ síor-chodalta.

R. Is ná fuilid ag cur aon deallraḋ oile orra féin acht mar sin.

D. Ní ḃrathaim-se ag teacht orra é ar aon chumma.

R. Cadé an ead atáid innso anois.

D. Coigthiġear.

R. Is cadé an ṁéid atá deunta acu ó choin.

D. Ar itheadar agus ar óladar.

R. Ar itheadar agus ar óladar.

D. Ó go blasta. Is docha go raiḃ seacht mbliaḋna gorta thórsta sad thángadar. Dá ḃfeiceóthá gach aon fastaḋach acu súd ⁊ sceannraḋ in a dá ṡúil ċum an ḃiḋ agus clab air a ḃfuiġḃtheá prátaiḋi do chartaḋ siar isteach ann le sluasaid.

Massa féin is leo sin is socair a mbeatha ⁊ is sáṁ a suan.

R. Seo beir orm. Cad doġeuna me ar aon chor. Nach deacair dam foiġneaṁ. Is baoġal liom go racha me is na craoḃacha acu. Dar fiaḋa dá ḃfuiġḃinn breith ar uḃall bráġad le duine acu do stracfainn as é agus do chaithfinn chum an ṁadra é.

D. Ó ṁaireaḋ tocht agus trao-chaḋ orra mar cheardaiḋi. Leig dóiḃ go mbeid siad réiḋ leis an obair agus doġéaḃa tú do roġa ḃáis d'immirt innsin orra. Bíoḋ foiġne agat. Ní'l aon leiġeas eile anois air.

R. Ní'l is dócha. Acht feuch. Má ṁarḃóchainn-se gan chionta iad cad is fiu cuirptheach iad. Má is é an bás do thuillfidís díchiollach cad do thuillfidís doicheallach. Níor choṁthrom an díol ó Ḋia ormsa ná ar mo chuid ná ar mo cheart ná ar mo chíos nár ḃronn sé acht aon anam aṁáin orra sin is ná faġḃaim-se ḃeith ag buain anma in aġaiḋ an lae asta go fíor-íochtar na síorruiḋeachta thoir thall. A ḃfuil aon ḃraonín fuisci istiġ agat.

D. Is mór an truaġ thu acu go léir. Ró-ṁacánta atá tu. Mun-

beaḋ do chroiḋe mór ní ḃfuiġbthea seasaṁ ar aon chor.

R. Faiġ dam seár. Foiġneaṁ na haonar ní háil liom mar ṗruġóid leiġis í. Ní haon díoġbáil cáinthín de seo tríthe. Fearrde a blas é. Seo, fa thuairim do ṡláinte.

D. Sláinte ṁaith chuġat is go raiḃ lá oile ag an Phaorach.

R. Seaḋ is cead aeriġeacht ar ġad ag muintir Ġobbáin.

(Imtheacht don ríġ innsin).

D. A ṡean-thufailisc oitir, nach truaġ gan do ċorpán-sa san aoileach 7 t'anam ar ḃrannraḋ thíos.

An Gobbán 7 a ṁac.

M. Agus an coir in aġaiḋ an chaimm se do ḃí tu do ráḋ, ca choin churfe tu i ḃfeiḋm é.

G. Ó chaoi do ḃinniġthe atá sé ag coisdriuġaḋ chaoi (Beurla egair na saer ann .i. Eirt do ḃeul atá sé ag teaċt ille).

R. Dia ḋaoiḃ a fearaiḃ, is go mbeannaiġe Dia ar ḃúr n-obair (ṁaiseaḋ nár theaga siḃ mar cheap-daiḋi ġeócach dam).

G. Go mbaḋ hamlaiḋ ḋuit (is go sciobaḋ an sean-riach dearg lucht an anchroiḋi).

R. Atá siḃ ag dul chum cinn

go hiongantach. Is uathḃárach a ḃfuil deunta agaiḃ (is mo chreach a ḃfuil ithte agaiḃ ⁊ a ġránacht atá an áit agaiḃ). Atá sé ar áilneacht agaiḃ.

G. Ní'l baoġal air. Dar nDóiġ atá sé deunta ó réir againn. Ní raḃamar indiu acht ag cur datha is snass air is píosa putti thall sa ḃfus air ⁊ smeartha fa sna raeth-láiniḃ (atá an trean-lúb ina chroiḋe istig ag so i gcóṁnaiḋe).

R. Fa sna raethláiniḃ (an ag ma-gaḋ fúm atá sé).

G. Seaḋ go ḋeiṁin. Ná duḃairt me leat. Atá raethláin faoi. Dar nDóiġ ní ḃeaḋ aoinneach dá ḃoḋraḋ féin anois le caisleán gan cóir iom-chair ⁊ airdriġthe do ḃeith faoi. Atá sé sáiḋte ar an dtalaṁ innsin agat agus is túirce do ḃuainfeá cor a crann ná as. Acht an ceann so doġéaḃthá na hánnlaiḋe do chur ann ⁊ é do thiománn roṁat ar nós an "fool-barra." Bím-se innso ⁊ bídis na náṁaid na slóiġtiḃ thiṁ-chioll orm d'iarraiḋ foġail is briseaḋ do ḋeunaṁ orm. Ní'l dom chuaraisc ar maidin acu acht gaoth. Sleaṁnuġaḋ eatorra amach do-ġeunainn istoiḋche ⁊ mo chaisleán go deas ar raethláiniḃ agam. Anté do

theagṁochaḋ fa raethlán díḃ ní chuirfeaḋ scread ná cnead ar, baḋ ġiorra do eug ná uch. Mairse ní rabair riaṁ ar do ṁarthaineach go dtí so (futaráiliḋ bocht bocht, is nach damsa nár ġáḃaḋ sin gaois do chaitheaṁ led ḋallaḋ sa).

R. Dar a ṁártain acht beiḋ sin go feilminte.

G. Seo a rí, ár dtuarastal dúinn anois.

R. Ó ḃeiḋ sin agaiḃ ó chroiḋe (an fiach duḃ aniar ag giobaḋ is ag piocaḋ is ag carmairt leis an ḃfiach nduḃ anoir thar cheann t' ionathair is do scartacha). Acht a ḃfuil sé deunta ar fad agaiḃ.

G. Atá go dinn is go daingean ón ḃuaic anáirde go dtí an fotha síos.

R. Atá go maith. Beiḋ búr dtuarastal ar an nóimint dearg agaiḃ. Seo-giḋ, a luachraothair dóiḃ so go mear idir teann agus bog.

G. Seaḋ, acht ní ḟeadar ar ḃfiu ḋam teacht thairis.

R. Cadé an rud é.

G. Ṁaiseaḋ ní'l ann acht an snass beag deireanach, ní dada é.

R. B'ḟéidir go b'eaḋ. Cadé an rud é.

G. Aon ḃuille béime úrlaire do ḃualaḋ san áit cheart air.

R. Cad chuige.

G. Snas beag déiḋeanach. Acht ní hé an snas ar fad. Atá buaiḋ ar chaisleán mbuailfaiḋe a leithéid do ḃuilliḋ air.

R. Cadé an buaiḋ.

G. Atá, gan a ḃeith ar a gcumus dá dtáinig ná dá dtiocfa do chear-daiḋiḃ caisleán a choṁḋeiseacht do ḋeunaṁ ná buaḋchain do ḋeiseacht air go bruinne ḃrátha.

R. Maiste caithfeas sin do chur air. Stadaiḋ, innsin, ní'lmíḋ réiḋ fós. Ní ḋeunaḋ sé an gnó ar aon chor gan sin air. Do ḃeidís cais-leáin na hÉireann ag deunuṁ ama-dáin de. Do ḃuainfiḋe an snab de. Búaiḋ gan buaḋchain air a dtuigeann tu me.

G. Seaḋ a rí acht feuch. Ba ḋóiġ liom ar mo theacht anall dam ná beiḋ a leithéid uait mar nár chuiris sa ṁargaḋ é, agus b'aṁlaiḋ d'ḟágḃas ar mo ḋiaiḋ an úrlais sain-eaṁail soilseach ḃainéas leis an mbuilliḋ sin do ḃualaḋ agus an snas sin do chur air ⁊ an buaiḋ gan buaḋchain sin do ḃronnaḋ go deóiḋ go deaġaiḋ air. Agus is saeth liom a ráḋ leat gomb'éigean dúinn triall don ḃaile sa na déin sin. Agus atá a thuille ann. Más mian leat

an buaiḋ buan sin air bíḋís so arís sa ṁargaḋ, deich gcinn do loilġeachaiḃ is dá ḟichid. Deich samaisc is dá ḟichid, gaṁnain glas-riabach, tarḃ taoḃ-leathan, pingin gach tiġe ⁊ cead ael nó bior cuilinn nó gaḃlóg garḃ-iarainn do ṡádaḋ isteach in coire nó corcán ar doṁan in sean-Ṡassna mbeaḋ feoil dá berḃaḋ ann ⁊ fortúin an ḃeara nó na gaḃlóige do sciobaḋ as. An tol leat.

R. Is tol méid méinne do chroiḋe acht gan dul don ḃaile ḋuit.

G. Cadé an chiall.

R. Ar eagla imtheacht gan casaḋ oraiḃ.

G. Ma's banna nó urraiḋeacht do ḃeaḋ uait doḃeurthaiḋe ḋuit é.

R. Cuir snaiḋm ar rud ⁊ atá sé i gcoiṁead agat. Ní geall go geall an ġaid ⁊ ní uirriḋeacht go greiḋm an ḋuirn. Rachad-sa féin fa ḋéin na húirlise.

G. Ní gábaḋ is atá baoġal ann. Baoġal brisde, baoġal báiḋte, baoġal cailleaṁna agus a ḋeacaracht duit féin.

R. Cumma baoġal. Éigean deacracht daṁsa ann. Luiġim fa'm ainm ríoġ go rachad.

G. Atá go maith
Beatha duine a thol
Dámba lorg clúṁ ar cloch.

R. Eolus do thiġe ḋam ⁊ tuaraisc na húirlise.

G. I mám Ḃearnann Ḃéil an Ḃealaiġ siar ó ḋeas ó Chruachán Ṗaorach i nDúthaiġ Ḋéise atá árus mo leabtha ⁊ mo chomhnuiġthe-se. Buail ag an dorus cúil tiġe, beiḋ bean an tiġe istiġ.

R. Agus cadé an sórt é an úirlis-se.

G. Cos mar do ḃeaḋ crann speile uirre, ċoṁ mór le gob indeóine ġaḃ-ann an spíce atá in a lár. Naoi gcinn do ḃacánaiḃ aiste thiar is thoir, ⁊ slaḃraḋ airgid gach bacáin. Cnapán óir ba ṁó ioná ceann mic míos i mbun gach slaḃraḋ leis síos.

R. Is iomḋa giobal atá ann is as acht cadé an rud é féin.

G. Sin rún nach cóir a leigin le duine beo a rí is gan acht le triúr dona marḃaiḃ.

R. Más rún é is riġin é. Bíoḋ agat. Acht cad tugtar air.

G. Baḋ ḟada leat a hainm-si ⁊ ní mór duit beith ag síor-ṁachtnaṁ ⁊ ag síor-ṁarthain air chum go mbeaḋ sé do ṁeaḃair ġlain agat. Dá gcaillfiḋe é do ḃeaḋ t'aistear in aisce agat.

R. Seaḋ acht cadé an rud é.

G. Atá, Coir in aġaiḋ an chainm

aguꞅ camm ın aġaıḋ an choıꞃ.

R. Coıꞃ ın aġaıḋ an chaımm, ⁊c., ⁊c., coıꞃ ın aġaıḋ an chaımm, ⁊c.

G. Ṡın é é.

R. Fágbaım beannacht agaıḃ anoıꞅ go gcaꞅa me aꞃíꞅt chuġaıḃ.

G. Go dtuga Dıa ꞅlán don ḃaıle thu.

---

An Rí ⁊ bean Ṁaıḋc.

R. Ḃaıl ó Ḋıa oꞃaıḃ go léıꞃ ınnꞅo ıꞅtıġ.

B. Dıa ıꞅ Muıꞃe ḋuıt ıꞅ Pádꞃaıg. Nach ıongantach an bꞃothall atá aꞃ n buıḋeachuꞅ le Dıa.

R. Sıongantach ꞅın. Anté mb'éıgean dó ḃeıth ag ꞅıuḃal do choıꞅ ꞅaoı.

B. Iꞅ ꞅíoꞃ ḋuıt. A mba ḟada tháınıg tu maꞃ ꞅın.

R. Iꞅ ꞅada ꞅın, taꞃ teoꞃaınn anoıꞃ dam.

B. Do ḃí a ḟıoꞅ agam cumma éıgın goꞃ choıgchꞃíoch tu. Aguꞅ cadé an ꞅceul é anoıꞃ.

R. Dꞃé ꞅceul. Ca'l ꞅeaꞃ an tıġe.

B. Atá ꞅé aꞅ baıle. Mıꞅe bean an tıġe-ꞅe.

R. Aꞃ mıꞅte leat ꞅıoꞅ a anma ⁊ a ḟloınnıḋ d'ıaꞃꞅaıġe ḋíot.

B. Ní mıꞅte go deıṁın. Maıḋc mac an Ġobbáın aınm m'ḟıꞃ-ꞅe ⁊ an

Gobbán féin fear an tiġe. Thall sa t'ír sin ar b'as duit-se dóiḃ. Ag tóg-ḃáil chaisleáin do ríġ Ṡean-Ṡasna atáid. Ḃa chóir go mbeidís réiḋ leis anois nó mara ḃfuilid atáid siad lán leis. Ḃeid siad don ḃaile anois chuġam gan stad.

R. Sidé áit díreach do ḃí me do lorg. Dar ndóiġ mise rí Ṡean-Ṡasna.

B. Ṁaiseaḋ an eaḋ. Agus cionnus atá Maiḋc ⁊ athair mo chéile.

R. Atáid siad ar a marthaineach.

B. Feuch sin anoi agus eagla orm sa go mbeaḋ droch-ḃail orra nó mío-áḋ éigin insan áit fiaḋain sin thall. An sean-andúir áit fian-nachta ní'l aonrud choṁ Gaeḋlach do ḋuine leis. Agus cionnus atáid na prátaiḋi agaiḃ i mbliadna.

R. Ia ṁaiseaḋ níor ḃfiu leat a ḃuain iad. Do ḃí an criochán an áit an claḃráin ⁊ an claḃrán san áit ar ḋual do sin. Do leanfaidís don ḃalla duit dá mbuainfeá páirc asta.

B. Ó ṁaiseaḋ is mar sin atáid againn ḟéin. Feuch ní l aon rath ar an aimsir seochus mar do ḃíoḋ anal-lód, míle buiḋeachus le Dia. Agus tusa an rí adeir tu liom.

R. Is mé a marsa.

B. Nach deas duit é sin anois. Agus cionnus atá do chéird-se ag

dul chum chinn.

R. Ó ṁaiseaḋ cuiḃeasach. Cadé an ṁaith ḋam ḃeith ag gearán.

B. Dar ndóiġ is fíor duit. Sceim is sceóin i gcoṁnaiḋe orainn go léir. Caḃair ó Ḋia chugainn. Agus a mbíonn mórán ort mar sin.

R. Ia bíonn a ḃean.

B. Cadé an sórt obair ar aon-chor é.

R. Riaġluġaḋ agus smachtuġaḋ daoine.

B. Ó cionnus riaġlaiġeann tu iad.

R. A ḃfuil turnap agat nó práta. Seaḋ teasbáin dam an cnócer sin. Seo anois bíonn m'uḃall rícġ ar láiṁ liom ⁊ mo ṡlat ríoġḋa reacht ⁊ rachmuis sa láiṁ eile. Mar so ġabaim innsin. Sin riaġluġaḋ duit.

B. Ia, massa is ait an clear agat é. Do ṫiocfainn féin cortha ḋe. Agus cionnus ḋeunann tu a smachtuġaḋ?

R. Sé sin creachaḋ ropaire agus bithḃeanach agus cur droch-ḃan ar a lear.

B. Maiste ṁaiseaḋ ní fuiris duit é sin do ḋeunaṁ.

R. Ní fuiris acht doġeunainn é.

B. Droch-ḃean do chur ar a lear.

R. Seaḋ a maiste.

B. Cionnus doġeunthá é.

R. Ar ṁ'anam ní'l aoinneach is fearr d'insreósaḋ duit é ioná anté ná fuair a ḟoġlaim gan ṁúineaḋ. Sé sin mise. Dar ndóiġ do ḃí carn ban agam féin ⁊ do chuirinn ar a leas diaiḋ ar ḋiaiḋ iad. Cuid acu gan chiall drochṁúinte ⁊ cuid acu gan iomchar gan náire. Bean ar a leas, bean gan cleas acht ní'l bean beo gan cleas. Is aṁlaiḋ b'éigean dam a leasuġaḋ innsin, crochaḋ beag do ḃuaint asta ar dtúis agus a gceann do scrios ḋíḃ na tiaiḋ sin le claiḋeaḃ.

B. Oḃoch, Dia linn.

R. Ia a ḃean a chroiḋe do ḃuainfeaḋ sé fáisceaḋ as na haeiḃ agat sceula mo ḃan sa ⁊ ar ġaḃas i rid acu.

B. (Seun ⁊ rian na croise ceusta eadram ⁊ é. Alpaire gan taise gan truaġ ar nós cránach muice. Scriosaiṁnach an ḃáis d'immirt ar daoiniḃ bochta gan suim gan chuiṁneaṁ. Ṁaiseaḋ go ḃfóire Dia ar mo ṁuintir ḃoicht-se atá ag pléiḋ leis thall. Acht ní ḟeadar sa'n donus cadé an fuadar atá faoi anois. Ṁaiseaḋ nach agamsa atá an "lad" ann). Seaḋ b'uathḃásach an sceul é is dócha.

R. Ó ná ḃí ag caint a ḃean. Do ḃrisfeaḋ sé do chroiḋe gan acht iad

do choṁaireaṁ tharm, ⁊ na bliaḋanta fiara fuara, agus foiġneaṁ gan foiġne ⁊ saoġal gan strus. Do ḃeaḋ sé ró-ḋian ort a ḃean an tiġe innsint mo chreach ⁊ fadtuirse mo scéil go léir duit. Acht gur ḃ'éigean dam mór-ṡeisear díḃ do chur díom le claiḋeaḃ. Agus is baoġal liom go gcaithfe me an ceann atá anois agam do leasuġaḋ arís.

B. (Leasuġaḋ na reilge).

R. Fuspar a ḃean an tiġe, má ḃeiḋ tusa id ḃaintreaḃaiġ choiḋche is aithnid dam buachaill deas macánta timchioll mo ṡaġas sa d'ḟear ḃfuil sliġe maireachtain aige agus ní hé maireachtain an chnocadóra é.

B. (Massa ní háil liom bean gan cheann ar mo chiniuḋ, acht mo leun cá ḃfios dam nach baintreaḃach cheana me). Seaḋ anois a rí, caithfead-sa dul ar lorg an assil atá ar seachrán siar an bóthar uaim.

R. Ó ḃí a ḟios agam go maith go mbaḋ ró-chathach duit mo chás. Acht pé'cu sin é ní'l sé d'uain agam é d'innsint duit anois. Rud eile atá deitheanas orm. Ḃ'é mo ḋearmaid nár chuiṁniġeas go dtí anois air. Seaḋ a ḃean an tiġe isé thug i leiṫ me acht ar teachtaireacht ót' ḟear-sa ⁊ ó athair do chéile agus sa

ḋéin na húirlise sin dtugtar an Coir in aġaiḋ an chaimm ⁊ an camm in aġaiḋ an choir air.

B. Coir in aġaiḋ an chaimm ⁊ camm in aġaiḋ an choir. Ní ḟeadar. Agus cad ba ġábaḋ ḋuit-se do ríġ teach-taireacht do ḋeunaṁ, ná dóiḃ sin fuireach agat thall.

R. Sceiṁle na hoibre dá cur díḃ. Ní raiḃ aoinneach díoṁ aoin acht me ḟéin ⁊ tháinig me liom fá na déin.

B. Agus cadé an ainm-se adubairt sé do ḃí air.

R. Atá Coir in aġaiḋ, ⁊c.

B. Coir in aġaiḋ, ⁊c.

R. Seaḋ cos mar do ḃeaḋ crann speile uirre, coṁ mór le gob inneóine ġaḃann an spíce atá in a lár. Naoi gcinn do ḃacánaiḃ aiste ⁊ slaḃraḋ airgid gach bacáin. Cnapán óir ar bun gach slaḃraḋa síos.

B. Ó iseaḋ go deiṁin. Is cuiṁin liom go maith í. Dar ndóiġ do ḃí sí innsin agam ó chianaiḃ. Níl nóimint ó leagas ar mo láiṁ in áit éigin í. Ó ṁaiseaḋ deacair ort mar úirlis dámbaḋ madra í doḃeuraḋ sí orm. Feuch cár ḟág me istig í. Cromm-se síos leat thoil agus tóg amach í. Coinġéaḃad-sa an clár so anáirde ḋuit. (An rí do chrommaḋ síos tar cnaiste an ḃosca d'fonn an

rud do thógḃáil aníos. Ḃreith ar tóin bhríste air don ṁnaoi innsin ⁊ a chaitheaṁ isteach sa mbosca ḋi ⁊ an clár do ḋaingniuġaḋ air anuas, ⁊ a ráḋ leis innsin di).

B. Seo leat anois a laoiġ, fan istiġ innsin duit ḟéineach go dtiocfe mo ṁuintear-se sa ṁaise don ḃaile chuġam. Má ḃeiḋ greim orra ná greim asta baḋ miste ḋuit féin sin. Sin é Coir in aġaiḋ an chaimm ⁊ camm in aġaiḋ an choir anois agat.

Finit Amen Finit.

RISTEIRD DE HINDEBERG,

Sagart.



# An ġluais an so síos.

Léiġtear is an cheud leitheanach

GREAS FUIRSEORACHTA .i. ní beag d'ḟeiḋm an ḟuirseóra .i. fir deunta an ġrinn anallód.

Camm .i. an chlaoine ḃíos i méinn duine istiġ.

Is fiaḋain sin. IS aṁlaiḋ laḃarthar gan béim gotha ar .sin. .i. sn.

Anté do ḃeaḋ ag corraiġe .i. dá mbeaḋ duine ag corraiġe.

mbíd araon air .i. cuirtear sin ar .ar an bíd araon .i. ar a mbíd araon.

Atá, siuḃal réiḋ is ród, ⁊c. Cuirtear .atá. aṁlaiḋ sin go minic i dtosach freagartha. Ionann é ⁊ i.e.

Gá bun .i. go a bun.

Is an dara leitheanach.

Léim Conchulainn .i. an rinn is iartharaiġe le bun Sionna i dtuaiḋ.

Aniar .i. i ḃfad uait thiar.

Maran miste leat .i. marab díoġḃáil leat an cheist sin do chur ort.

Ba ṁóide é m'eolus .i. dá mbeaḋ fios a thoisc ag daoiniḃ is fearrde doġeunthaiḋe eolus do.

Maite .i. cuirtear so ⁊ .marsa. ar

,dar an mbaiste.
Is an treas leitheanach
Cia atá agam .i. cia atá ag labairt liom.

An G.S. sin atá tu do iarraiḋ. Atá tuiseal na geinidine don cheangal choiḃneasta ar an .do. so. Feuch leat .na fir atáimid do ṁarbaḋ .i. na fir ṁarbaimid.

Feuch ar sin leat anois .i. nach iongantach é sin anois.
Da ḟichead mile uaim, no dam.
L. 4.
Dá ndaingniuġaḋ .i. chum iad do ḋaingniuġaḋ.
An fear atáim-se do lorg. Feuch leat andubairt roṁam ag trácht ar .atá tu d'iarraiḋ. ag L.3.

Atá mo thuras-sa tabartha agam .i. ⁊ is fearrde sin me. Nó .atá sé briste agam .i. ⁊ is miste ḋam é. Níor ḃfíor do Zimmer andubairt gorab aithris ar an aimsir ḃfoirḃthe atá ar gach aon teangaiḋ aile atá innso, óir ní hionann ciall dóiḃ araon. Ní hé adeurthaiḋe mar ḃeurla ar an ní so i have finished my journey, acht i have my journey finished, ⁊ is aoiḃinn dam é.

Go léiġe me .i. an moḋ foagoṁal atá

ar so ⁊ ní cóir .go léiġfe me. ann.

L. 5.

Is iad sin deunta aige .i. ḟeuch leat a ḃfuil roṁat ar .mo thurus-sa taḃartha agam.

L. 6.

Buaiḋ beatha .i. bioth, beatha .i. an doṁan.

L. 7.

Amen go dóiġte .i. amen le binib ⁊ le neart an uilc leis. Luiġeann an béim gotha ar an cheud siolla don ní as amen.

Cait as sin .i. is minic an tuiseal togarthaḋa dá chur aṁlaiḋ sin isan Gaeḋilg gan aon .a. leis.

Geallaim-se ḋuit .i. ḋéiṁniġim duit.

Adeirim-se bás le hocrus leat .i. atá baoġal uirre. .i. is beag dá ḃaoġal atá uirre.

Suim i suiḋiste .i. mian codlata ar suiḋiste .i. siège ar n-a ḋeunuṁ do ḟúgán ḃíos cois teineaḋ istig.

L. 8.

Dearṁaid bean an tiġe .i. aon ḟocal is eaḋ bean-an-tiġe ⁊ sin é an chúis ná teiġeann diall ar .bean. Dearṁaid sin doġní an ḃean an tan ná cuireann an biaḋ i gcoiṁeud i gceart.

M'anam í sin .i. focal ag mnaoi nuair

Ṗógar a leanḃ.

Dár bríġ a bfuil do ġaḃair sa Ṁaoċail .i. ar .a bfuil do leaḃair .i. do leaḃraiḃ. Luiġe sin nó mionn mór ag daoiniḃ i Maoċail Ḃrógán tar teorainn ó Ḃaile Ui Chuinn agus le Cuirreach Ṁóir aniar i nDéisiḃ Muṁan.

Nach toṁus .i. acht toṁus.

.Gaḃaim siar .i. ní thuigim focal uait.

Isteach sa amach ann .i. cead do beith acu dola isteach is amach ann.

Sceim féin, ⁊c. .i. bíonn cás ⁊ cúram a gnó féin ar gach aoinneach. Seanráiḋte ann.

L. 9.

Mo sceim-se ar aoinneach .i. do ḃronnfainn-se le buiḋeachus mo chúram féin ar neach beo.

An smachtín crón, ⁊c. .i. maileud beag. crón .i. donn-ruaḋ. mailéidín beag donn-ruaḋ .i. únsa tobac, agus crón .i. bó ḋonn-ruaḋ. an bó sin do chrú go meiḋreach .i. an sean-dúidín do chaitheaṁ .i. dá olcas é an saoġal gail don ṗíopa do chaitheaṁ. Sean-ráiḋte ann. crún adeirtear.

Da bfaġbaḋ an aois a sitheann leis .i. ní .léi. óir ba neutar .aois .i. dá

ḃfaġḃaidís na sean-daoine gach ní ba ṁeaḃair nó ba ḋóiġ leo do thiocfaidís prátaḋa gan a gcur ar aon chor .i. is leaṁ cuiṁneaṁ an treanóra.

l. 10.

Is fuiris a d'ḟaġḃáil iad .i. is fuiris iad d'ḟaġḃáil.

An t-uisce an t-iomadaṁlacht .i. tugtar iomadaṁlacht ar an uisce i sceul éigin fiannuiḋeachta.

l. 11.

Toicín túcáiliḋ. Cuirtear tuiseal na geinidine ar túcáiliḋ .i. tú-cáileaḋa. Cuirtear an oiread eile ar .púcáiniḋ. it'ḋiaiḋ.

Puic, cuir .piuc. ann.

l. 12.

Atá feuchaint strus uirre .i. deall-raḋ strusaṁail uirre.

Buain an chluais se ḋíom .i. sean-ráiḋte deiṁniġthe focail ann.

Fa do chosaiḃ istiġ .i. gan sliġe agat do ġnó do ḋeunaṁ acu.

l. 13.

Acht cogair me se leat .i. eist liom nó innis dam an méid se.

l. 14.

Doġeuna sin leaḋb gan lúth .i. beiḋ sin na leaḋb ar an ball.

Ar son Dia. adeirtear .ar. agus ní

,er, innso,

L. 15.

Sé rud is luġa orm é .i. is mo bfuil a ḟuath orm.

L. 16.

An saoġal ag rioth ort .i. an iomarcra agat le deunuṁ.

L. 17.

Cuir chuġat é .i. cuir i gcoiṁeud leat, nó cuir id' póca é.

Ar leith i leith .i. leis féin a aonur.

L. 18.

Idir goid ⁊ déirc .i. a bfeudfa tu do buain amach le goid ⁊ déirc.

L. 19.

Do chuiṁneaṁ féin .i. a bfeudfa do chuiṁneaṁ do chur leo.

Gaḃaim párdún agat .i. gaiḃ agam.

Mairste isé sin féin é .i. nach deas an obair í.

L. 20.

Más meaḃair leat é .i. más maith leat é.

A dtuitim i ngaḃail na croiche .i. a gcrochaḋ.

Drannaḋ an ṁadra go deoiḋ .i. bioḋ do ḃeiṁin agat gorab ionnan é ⁊ gáire an tSasanaiġ.

L. 21.

Atá se istiġ annsin .i. atá droch-ṁianach ann.

Cá bfuiġbthiḋe é .i. Sin é ba ḋual

athar ⁊ máthar do.

L. 22.

Atá do ṁaireachtain orra .i. tríotha sin atá do chothuġaḋ.

Cad ba chor do .i. cad ba ḋáil do, nó cad ḃainfiḋ do.

L. 23.

Agus a leagaint i gcionn bliadna, ⁊c, .i. é do ḟágḃáil fa ṁuintir siḋe an tiġ do leagaint i gcionn bliadna, ⁊ araile.

Fuacht in a comm .i. an morteul ar aġaiḋ na cloiche leath is muich ⁊ lár an ḃalla fuar gan morteul.

Atá greas oibre deas innsin agat .i. cuir i gcás go mbeaḋ greas oibre deas innsin agat. cuirtear .atá. ⁊ .do ḃí. ar .do beaḋ. isan Ġaeḋilg. deismireacht ar .do ḃí. Marḃeaḋ feaḃus mo reatha ag léim tar clathacha do ḃí mo chuid leathair i dteanntaiḃ.

Ón tráth go chéile .i. ón a leithéid se do thráth indiu go dtí an tráth ceudna arís lá ar na mbárach.

L. 24.

Teiġimid fa'n gcoill .i. ar .teiġeam. atá sin, .i. moḋ foagaṁal air.

Agus an coir in aġaiḋ an chaimm-se, ⁊c., .i. is cóir droch-ḃeart i

ḃfeiḋm in aġaiḋ feill-ḃearta.

Múinfiḋ an ḃliadain-se chuġainn .i. óir do ḃí i gconṫaḃairt do a ḃeo nó a ṁarḃ.

L. 25.

Sodar gan sugraḋ .i. duine ag taḃairt na gcos i lúib chórda chnáibe gá chrochaḋ.

Rince an ġaid .i. an ní ceudna.

I dteanntaiḃ an da ḟichead .i. i dteanntaiḃ ar fad. Ní ḟeadar cia hiad an da ḟichid marab iad an da ḟichid mairtireach ar gaḃaḋ fuacht orra ar leac oiġre an locha reoiḋte gor ḟuascail an bás orra. nó ḃeith i dteanntaib ag an da ḟichid aṁail adeirtear .an diaḃal san deaṁan san da ḟichid.

Fiuchaḋ feirge gan feiscint .i. fearg amba éigean do a ceilt.

An gob gráḋṁar .i. gach snóḋ gáireatach bréige chuireas neach air féin le ceilg d'ḟonn neach aile do ṁeallaḋ.

L. 26.

As so amach .i. tar éis an áit se d'ḟágḃail.

tríom neulta .i. gach aisling doġeunthaiḋe 'na choḋlaḋ do ḋuine .i. per quietem.

An chú féin .i. adeirtear go b'í an

chú an spiorad is measa do-chífeaḋ duine.

Na cúig gcaol .i. dá chaol dá chos dá chaol dá láṁ agus caol an ṁuiníl.

D'ḟearrde a rún é .i. a mbeith marḃ. Ní scaoil marḃ rún.

L. 27.

Mar cheardaiḋi .i. in a gceardaiḋiḃ.

L. 28.

Is na craoḃacha .i. beith ag imtheacht fiaḋta nó ar buile. .craocha. adeirtear.

Do thuillfidís díchiollach .i. 7 iad ar a ndíchioll.

L. 29.

Lá eile ag an Phaorach. sean-ráiḋte ann .i. beiḋ lá eile ag an Phaorach 7 cead aeiriġeacht (aereacht adeirtear) gá chailíniḃ.

A ḟearaiḃ .i. a ḟeara.

Nár theaga siḃ .i. nár theaga sib slán. Eascaine ann.

L. 30.

I gcoṁnaiḋe .i. go fóil .i. atá ann as sin go so.

Atá sé sáiḋte .i. cuir i gcás go mbeaḋ sé sáiḋte. Feuch leat andubraḋ roṁam ag trácht ar .grear oibre. Léiġtear ag L. 23.

Bím-se innso .i. moḋ fógartha ann 7 an cheud phearsa air.

Futráiliḋ bocht bocht .i. futráiliḋ-bocht bocht. Gaḃaiḋ an ceud 'bocht. le futráiliḋ ⁊ is ar an dara ní ḋíoḃ do thuit an béim gotha. le fearḃus aduḃraḋ .bocht. fa ḋó ann.

L. 31.

Ár dtuarastal dúinn anois .i. taḃair ár dtuarastal dúinn anois.

Cadé an rud é .i. dae 'r dae adeirtear.

Teacht thairis .i. trácht air.

L. 32.

Buaiḋ ar chaisleán .i. feaḃus thar gach caisleán.

Ag deunuṁ amadáin de .i. ag magaḋ faoi ag maoiḋeaṁ a mbreaġḋachta féin leis.

Do ḃuainfiḋe an snab de .i. buaiḋ maise orra sin thairis ⁊ múchaḋ dá chlú sin aṁlaiḋ.

Buaiḋ gan buaḋchain air .i. bíoḋ buaiḋ air ná buaḋfaiḋe air.

A rí .i. atá .r. caol innso.

Fa n-a déin sin .i. chum í d'faġḃáil.

L. 33.

Deich gcinn .i. deich gceann.

Cumma baoġal .i. is cumma liom baoġal.

L. 34.

Eolus do thiġe ḋam .i. deun eolus dam, ⁊c.

L. 35.

Don ḃaile, a ḃaile adeirtear. Laige do ḃuain don ní ar .don. do cheann ná raiḃ béim air ⁊ a chailleaṁain acht .a.

A mba ḟada tháinig tu mar sin .i. aduḃairt .a mba. ⁊ .mar sin. le méid a hurrama ḋo.

L. 36.

Sidé áit díreach do ḃí me do lorg. .i. ar .Sidé an áit. .i. .a. do ḋeunuṁ don .an. gan ḃéim agus an .a. sin do ḟúġaḋ isteach ag an .é. ḟada trom do ḃí roiṁe.

Díreach .i. go díreach.

Ṁaiseaḋ, wisha adeirtear.

Níor ḃḟiu leat a ḃuain iad .i. iad do ḃuaint.

L. 37.

Mar so ġaḃaim innsin .i. mar so ḟiuḃlaim.

L. 38.

Ar ġaḃas tríd acu .i. ar chuireas d'aṁgair ⁊ do chráiḋnis díom tar a gceann.

Ná bí ag caint a ḃean .i. níor airiġ tu a leithéid riaṁ a ḃean, nó a ḟaṁail.

Foiġneaṁ gan foiġne .i. gur ḃ' éigean dó foiġneaṁ is gan an ḟoiġne aige.

Ró-ḋian ort .i. ró-chruaiḋ ort.

Sceiṁle na hoibre dá cur díoḃ .i. an sceoin do ḃí orra chum na hoibre do chur díoḃ.

L. 40.

An ainm-se .i. an ainm.

Dá mba ṁadra é doḃeuraḋ sé orm. .i. sean-ráiḋte adeirtear nuair ḃíos duine ag cuardach a lán ag lorg ní ⁊ é ar a choṁair.

L. 41.

Seo leat anois .i. se leat adeirtear .i. cuirim geall leat nó tiomáin leat anois feuchain cadé an gaisceaḋ doġeuna tu, nó go ḃfeicim-se do ġaisceaḋ .i. mo ṡlán fád díchioll.

Greim orra .i. geiṁeal nó cuiḃreach nó ceangal.

Greim asta .i. greim do ḃuain asta.



# An Foclóir an so síos.

Aḋarc .i. an ní ḃíos sa cheann duine ina chodlaḋ.

Ael .i. gaḃal mór iarainn chum feoil do thaḃairt a corcán.

Aisce, in aisciḋ .i. gan luaġ do ḋíol as. gan sochar as.

Aiseal .i. is aṁlaiḋ adeirtear .asal. sa Chumarach.

Alpaim .i. ithe le scannraḋ ḋam.

Alpaire .i. gach neach doġní geoin le sciolpaireacht ithe ar nós na cránach muice.

Aṁlann .i. an méid ba ḋual do ní.

Ammaileach .i. an-bail-each .i. droch-ní gan bail air acht a ḃeith go haingceas straoileach.

Anallód,—úd adeirtear .i. an tsean-aimsear.

Andúir .i. gach sean-áit cheart is andúir nó anndúir é.

Anglais .i. eanglais .i. uisce mbeaḋ dath an ḃainne tríd.

Aoiġeaḋacht .i. gach iostus.

Árus .i. gach áitreaḃ nó coṁnaiḋe.

Bacán .i. gach crúca cam-iarainn.

Báirseach .i. beurla ann .i. barge .i.

gach bean scólthach sceannail-each.

Bandúiniḋ .i. gach duine leisgeaṁ-ail oitir gan clích (.i. crích).

Banna .i. gach geall doḃeir urraiḋ uaiḋ.

Baoġal .i. caoi ar ḃreith ar ḋuine nó a ġoin.

Bearna ḃéil an ḃealaiġ .i. bearna i sléiḃiḃ an Chumraiġ i mbeul na sliġeaḋ atá idir Dún Garḃán agus an Charraig i nDéisiḃ Muṁan.

Bir gaḃann .i. úirlis ġreamuiġeas an n-iarann an tan imirthear an bárr cuimilthe air.

Bithḃeanach, bithiúnach adeirtear. .i. gach neach mba chóir bás d'imirt air.

Bladar .i. gach caint ḃog ḋeas gan áird.

Bleachtach .i. gách sochar bainne.

Borrfaḋ, borraḋ adeirtear. bíonn borrfaḋ ar gach ní ataiġ-thear nó séidtear le gaoith.

Bouta, beurla ann .i. bout .i. feacht.

Boutaiḋe .i. anois is arís.

Bráca, beurla ann .i. brake .i. bothán doġnítear i ndíg ḃéil ḃóthair do cthrach an ḟiaḃrais.

Brannraḋ .i. taca iarainn ḃíos san ġriodal ar an teiniḋ.

Brathaim .i. duine do ḋíol le na náṁaid dam. fear do ḃrathta .i. an té do ḋiolfaḋ le muintir an dliġiḋ thu.

Breall .i. gach amadán léice.

Brosna .i. gach beart ccnaiḋ chum teineaḋ.

Broth, broḃ adeirtear .i. gach diar tuiġe nó luachra. IS aṁlaiḋ sin adeirtear .oḃ. le oġ ceart acht adeirtear .tiuḃ. le tiuġ. Aṁlaiḋ sin atá troff plow i mbeurla in áit trough, plough, ⁊c.

Brúchtġail .i. gach feada nó plaos-gach gaoithe nó puthġail.

Buaḋchain .i. buaiḋ do ḃreith ar ní nó duine.

Buaiḋ,-aḋa, .i. gach bárr maitheasa nó sain chlisteacht do beurthaiḋe le duine chum ní éigin do ḋeunuṁ nó gach bárr dealḃa nó crotha ḃíos air tar cách.

Cailce .i. gach tiġ geal glan soil-seach.

Cáinthín .i. gach gráinne gainṁe urchóideas súil duine, ⁊ leath ġloine fuiscí ólas neach.

Caitheaṁ leis .i. ní do chur i ḃfeiḋm ag deunuṁ ġnó éigin ⁊ é do chaitheaṁ aṁlaid sin.

Camm .i. gach claon 'na chroiḋe.

Cámus (cáin-mus?) .i. an cáineaḋ

doġní duine ar ní nó ar biaḋ ag deunuṁ beagáin de le neart staiłce.

Canta .i. gach dear.

Cao .i. caoi .i. cóir nó cuṁangar chum ní do ḋeunuṁ.

Caol-deoch .i. gach deoch gan ḃlas .i. uisce.

Carn .i. an-chuid.

Cartaḋ .i. gach glanaḋ tiġe bó doġnítear le sprionġ agus aroile.

Cathuġaḋ .i. gach dubrón.

Ceaḋé .i. cadet an Ḟrancaiġ .i. mac tánaiste na cloinne .i. gach lúdaiḋe liosta ḃíos le fán gan feiḋm.

Ceann .i. a h-aon. an ceann so .i. an t-aon so .i. an ní se.

Cinn-ḟearainn .i. leitheaḋ dá iomaire ar imeall ġorta áit i gcas-tar ceuchta.

Ceannḟionn .i. gach cuirptheóir camm na ṁéinn.

Ceithearnach .i. gach leath-ḋuine uasal fuair. ionann briġ dó ⁊ bourgeois an Ḟrancaiġ.

Ciall .i. gach cúis.

Ciniuḋ .i. na daoine ór geineaḋ duine .i. ar ġaiḃ roiṁe.

Clab .i. gach beul oscailte nó prei-ceal liabarrach.

Claḃrán .i. ionann é ⁊ criochán.

Clisim .i. teibim. feallaḋ ar neach éigin do ḋeunuṁ ḋam.

Cnaiste .i. taoḃ leabtha.

Cnáṁna, cnána adeirtear .i. cnáṁa.

Cnead .i. foġar doġní neach ag gol ag súġaḋ a anála chuige.

Cnocadóir .i. gach fear aitinn do ḃuaint ar chnuc.

Cnócar .i. poker i mbeurla. go meiḋreach aduḃraḋ.

Cóbach .i. an ceathraṁaḋ mac deug geocaiġ sin.

Coir,-eaḋ .i. gach peacaḋ nó droch-ḃeart.

Coire .i. gach corcán.

Conairt .i. cuanart .i. sgata con.

Corr-ṡuantach .i. gach codlaḋ mbí dúiseacht minic tríd. gach codlaḋ míoṡocair doġní neach ag corraiġe agus dá ṡearraḋ féin. corraṡuantach adeirtear.

Cortha .i. gach scítheach.

Cosmart .i. fuiġleach na bprátaiḋe ar bórd nó grúideal na leitean.

Crann .i. gach cos ġai nó sleiġe. cuirfear ar crannaiḃ é .i. ar thuitim na dísle.

Criochán (criothán ?) gach práta nó uḃall min suarach.

Croiḋe, ó chroiḋe .i. le fonn.

Crú .i. bleaġon bó nó caoire. IS .cró. sé ríoḃthar ann. atá sí ag

crú (cró) na mbó .i. atá sí ag an ġabainn nó ag an ḃuaile ar sléiḃ amuich i mbliġthear ba. Agus mar ná bíoḋ do ġnó innsin aici acht a mbleaġon, IS aṁlaiḋ sin do cuireaḋ crú (cró) ar bleaġon.

Cruachán Paorach .i. cnoc i bPaor-achaiḃ idir Cluain Ḟiaċ P.o-rach ⁊ sléiḃe an Chumraiġ,

Cuigean .i. coquina. gach deunuṁ ime i meadair .i. maistreaḋ.

Cuas .i. gach poll i lár ní éigin is-tiġ.

Crucóg .i. soitheach beag súgáin do ḃeachaiḃ ⁊ carn beag fód le a ḋóiġ nuair ḃuaintear a ḋual (.i. a chroiceann) do ḃán 'na ḃeutáil.

Cuṁag .i. ionann é ⁊ cuṁang acht go ndeachaiḋ an tsrónġail do ḃí ann siar. IS aṁlaiḋ sin atá .tarraing. ⁊ .tarraic. .Gaeḋealg. ⁊ .gaeḋling. láiṁ. acht adeir-tear .atá sé lán leis. .i. ón ní ar .láiṁ le. doriġneaḋ .lán a. .i. ḋochuaiḋ an tsrónġail siar gur-an .l. in .láṁ, láiṁ. nuair do ḃí béim ainme air acht do ġaiḃ soir arís in .lán. an tan ná raiḃ air acht béim reiṁsuiḋiġthe nó preposition. Malairt béime

gotha fa ndear cuṁscuġaḋ srónġaile.

Cuṁang .i. gach caol is gach baoġal.

Damsa .i. gach leanḃ ró-ṁór chum é d'iomchar ar ḃaclainn.

Deaġaiḋ, go deaġaiḋ .i. go deoiḋ.

Dearg, sean-riach dearg .i. dóiġ gomba .dearḃ. atá ann. feuch leat .dearg-a-daol. .i. dearḃ ḋaol. .ar an nóimin dearg. .i. dearḃ. .dearg-náṁa. .i. dearḃ-náṁa. .g. in áit .ḃ. ann. IS aṁlaiḋ sin doriġneaḋ .do cuireaġ. do leagag. ⁊c. den ní ar .do cuireaḃ. ⁊c. aṁail atá fós in iarthar Ṁuṁan. ISé a n-órd dá ḃriġ sin .i. cuireaḋ—cuireaḃ—cuireag. agus is dócha go raiḃ .órḃa. maorḃa. ⁊c. idir .órḋa. ⁊c. agus .orga. maorga. feuch leat .ní ḃeig. ar .ní ḃeiḋ. .i. ḋ caol. IS cóir a ṁeas dá ḃriġ sin gach .g. idir caol agus leathan atá in áit ba ḋual .ḋ. i nGaeḋilg an ṁuiṁniġ gorab tria .ḃ. tháinig.

Diaiḋ ar ḋiaiḋ .i. diaiḋ i ndiaiḋ. Ní ḟeadar nach í an tsrónġail do ġaiḃ síar ann ag teicheaḋ roiṁ an ḃéim gotha aṁail atá gró i dtuiseal na geinidine in áit .gnó. .i. an tsrónġail do ḃí in .n.

do ġabáil isteach insan .g. ⁊ .r.
d'fágḃáil tar a éis do. feuch
leat .croc. ⁊ .cronc. ar .cnoc. ⁊
araile.

Ḋin me .i. dorigneas.

Dinn .i. gach tiġ nó claḋ nó ḃalla
thógthar go deas daingean.

Dintiuir .i. gach rolla an dliġiḋ nó
fógra.

Diol .i. luach saothair nó tuarastal
droich-ḃearta.

Diongḃail,-ála. ceardaiḋe a ḋiong-
ḃála .i. a choim-méid do chear-
daiḋe, nó a chommaith.

Doġeiḃim .i. feudaim.

Doicheallach .i. gach mustarach
smuaiseálaḋa ná tiuḃraḋ fáilte
ná féile uaiḋ.

(Dar) ndóiġ .i. dar an ndóiġ. tuiseal
áinseaḋa ann. .dar ndúiġ.
adeirtear.

Doṁan, corcán ar doṁan .i. aon
chorcán ar bith.

Donn .i. go duḃ .i. go léir go láidir

Dré .i. ainm éigin an áiḋbeirseóra
atá ann. Dré sceúl .i. ni'l aon
sceul ar doṁan agam.

Droch-ṁúinte .i. gach droch-iom-
charach.

Duaiḃreach .i. gach duḃ gach duairc
gach dona

Duḃ, go duḃ .i. go docht is go láidir.

Duḃsamáiniḋ, dooʒamawnee adeirtear. gach duine duairc doicheallach nach suilḃir láġach do laḃarfaḋ donn duḃsamáiniḋ. .i. gach duine go dearg 'na ḋuḃsamáiniḋ.

Eadar-ḟuth, eadarach adeirtear .i. am dinnéir.

Eire .i. gach ualach ṫrom.

Eirġe .i. gach teasbán féin doġní spiorad.

Fad, ar fad .i. go léir.

Faġairt .i. gach cruaḋas chruaḋtar an t-iarann ag a thomain dearg san uisce ⁊ an cruaḋas theagann ar an aḋmad iar na buain.

Faġḃaim, feuch leat .doġeiḃim. roṁam.

Falmaire .i. gach bacach balc siuḃlas roiṁe go díoṁaoin. Laidin ann .i. palmarius .i. fear ag tabairt turusa dá ailithre.

Falmaireacht .i. gach seachrán díoṁaoin.

Feamaire .i. gach stumpa bacaiġ.

Faoḃar .i. gach gá nó sleaġ nó arm aile gona duine.

Fastaḋach .i. gach rothlach róġarḃ fir nó mná.

Féile, in .gach féile. .i. ar lán-leigin.

Feilminte .i. gach deas nó breaġḋa. ón ní as :elementum.

Feill-ḃeart .i. gach gníoṁ an ḟeill do ḃrathaḋ duine. fella-varth adeirtear.

Féineach .i. cuir thear ar .féin. go minic.

Féith .i. gach líoṁtha nó gach réiḋ.

Fiaḋa,—d, .i. gach tiġearna.

Fiaḋain .i. anfaḋ gaoithe is fear-thana ann.

Fiannachta .i. gach sean-ní aith-eanta ḃuainear leis an treiḃ.

Fiar? bliadna fiara fuara .i. camm is dócha. seacht mbliadna fiara is fuara .i. seacht mbliadna mar do ḃeidis?

Finit .i. laidean ann .i. atá deireaḋ leis.

Fóiriḋeacht .i. gníoṁ fóireaḋa .i. fán-aire díoṁaoin. foġa fóireaḋa .i. foġa beag oibre doġeunaḋ beag-ṁaith dá dtiocfaḋ sé cortha in nómaḋ na huaire.

Fotha .i. gach bun tiġe i dtalṁain.

Fothrais .i. gach méith.

Fraiġ .i. gach díon nó ceann tiġe leath istiġ.

Fuadar. fuadar faoi .i. gach rún aigne doḃeir gníoṁ ar duine.

Fuaice, feuch leat ·puaice.

Fuar, cloch ḟuar .i cloch gan moir-

teul léithe.

Fuirreóir .i. fear aḋḃachta ⁊ grinn do ḋeunuṁ anallóḋ.

Fuircí .i. uirce beatha nó biotáile.

Furpar .i. cogair. Beurla mar ṁeiḋir ann.

Futráilíḋ .i. gach ambaileóir bocht aingceireóra in ná bí gaoir ná clích ná gliocar.

Gaḋgach .i. gach duine mbíḋ cosa camma cromma faoi.

Gaeḋlach .i. gach ní muintearḋa nó gnáth nó aitheanta.

Gáiḃ .i. gá-iḃ gaoithiḃ. ga .i. gach bior nó arm chaithtear le duine.

Gamall .i. gach leanḃ mór gan ġaoir.

Gaṁnaín, ón ní ar gaṁain .i. gach bó ḃainne nach nua beirthe .i. ná beir laoġ .i. bainne laoiġ an uraiḋ aici .i. gaṁnach.

Gaoth .i. gach dadaṁ.

Garta .i. gach glic.

Giobaḋ .i. gach ráḋaḋ ġuib doġní eun ag stracaḋ ⁊ ag ithe ní.

Giobal .i. gach ceirt ṡalach ḃíos ar liobarnaiġ le duine síos.

Giorrach .i. gach iomaire níos giorra icná a chéile i gcúinne ġorta annuair is fiar an claoiḋe.

Glaise .i. gach sruth uisce .i. glas a

ḋath.

Glámánach .i. gach neach doġní glámán .i. bíos ag drantán ⁊ ag béice choiḋche.

Gleoiḋte .i. gach lágach suilbir báḋmar macánta.

Gob .i. gach soc lachan ⁊ aroile. gach beul duine ar a mbí rinn.

Gothaiḋe. iolraḋ ar so do gnáth .i. cleasa clisteachta gan gábaḋ doġní cearrdaiḋe do thearbán a ġaisciḋ.

Gramaisc .i. gach brus nó cosmarc, an daorcar-ṡluaġ.

Gur .i. an luiġe luiġeas eun ar a h-uiġiḃ insan nead.

Hannla .i. gach gabal cheuchta thiar áit i mbíonn an t-oireaṁ. Handle ann.

Heuch .i. feuch. aṁlaiḋ sin atá. ḟéin .i. héin.

Lad .i. gach smulcaire de ġrabaire. Beurla ann.

Ladús (lad-ṁus) .i. caiḟléireacht ar leanḃ ná íosaḋ is ná deunaḋ réir duine le stailc ⁊ grabair-eacht.

Laġairiḋ .i. learainm gach droch-ḟaoir chloiche sin .i. ní le lian acht le láiṁ doġní plástráil.

Lainnear .i. gach gearr-chaile

droch-ṁúinte.

Lán, lán a ḃeith .i. láiṁ le ḃeith. lán léir .i. láiṁ leir .i. gairid do. .láiṁ atá ann. téid an tsrónġail atá ar an .ṁ. siar is-teach san .l. an tan ḃíos béim ainme air. acht gaḃann sí soir arís nuair ná bíonn ar an ḃfocal acht béim réiṁ-ṡuiḋiġthe nó preposition. óir is laige béim réiṁ-ṡuiḋiġthe ioná béim ainme. IS innsin doriġne .n. don tsrónġail se. feuch leat .cná-na. ar .cnáṁa. .leaṁ-nacht. ar .leaṁlacht. agus aroile. IS aṁlaiḋ doriġne .lán a. don ní ar .lá le. do cuireaḋ .le. leir arís isan ní ar .lán leir. .i. lá(iṁ) le leir. feuch leat .dearg. roṁat.

Laoġ, a laoiġ .i. a chuid .i. a ġráḋ.

Leaḋb .i. gach ceirt nó giobal agus duine dá ṡamlaiḋ. gach ambail nó breall ḃíos ar ní.

Leanaim de nó in .i. ḃeith ceangailte do ní éigin dam, nó beith in achrann in ní éigin dam.

Leasuġaḋ .i. ní do chur ar a leas, nó a ḋaingniuġaḋ. aoileach do chur amach ar talmain.

Leath má leath (leth immon leth) .i. leath innso ⁊ a leath aile thall.

Léir .i. gach cliste nó gach léig-eanda.

Lia .i. céim meudaigthe sin ar an ní ar iol—

Lioḃarnach, ar liobarnaig .i. gach ní bíos ag sileaḋ nó ar crochaḋ síos.

Liobarsach .i. gach ní ḃíos go leaḋ-bach ar liȯbarnaig.

Lochta .i. beurla ann .i. loft .i. loght isan tsean-aimsir.

Loilġeach .i. bó ḃainne. Loilíoch ad-eirtear.

Loinnid .i. an mada ṗlabas an n-uachtar ag deunuṁ ime.

Lomairt .i. a ṡlaḃac do ḃuain do ġaḋ nó a chroiceann do ṗráta agus aroile.

Lóta .i. fuiġleach nó brúscar bíḋ sin.

Luaġ .i. luach.

Lúb, an tsean-lúb .i. an lúb cheudna i gcoṁnaiḋe .i. rún an ḟeill.

Lúdaiḋe .i. gach fánaire sleaṁnáin-eaḋa gan ḃríġ.

Luiġim .i. doḃeirim ḃréithir nó an leaḃar.

Macánta .i. gach mín muintearḋa cóir.

Machtnaṁ .i. cuiṁneaṁ.

Mairtheanach, nó marthanach .i. gach sáḋail nó dáil sáṁ aoiḃinn i mbí neach.

Maise, fa ṁaise .i. slán.
Mám .i. gach clas idir dá ḃeinn ṡléiḃe i mbí bealach.
Mantacháinid .i. gach neach mbí mant nó bearna ar a ḃeul tria thuitim na ḃfiacal uaid.
Maol .i. gach simpliḋe.
Marḃaiġdeóracht .i. gníoṁ an ṁarḃaiġdeóra .i. fear do ḃíoḋ ag marḃaḋ an ḟóid isteach i ndiaidh cheuchta. ní ḃíoḋ clár ar fognaṁ ar ceuchta anallód ⁊ ní castaí an fód go cluthar gan fear do léimriġ air dá ḃrúġaḋ siar. Táinig clár ba ḋeise amach innsin gurab é an marḃaiġdeóir anté ba luġa feiḋm ar an tseisriġ. IS de sin is ionann marḃaiġdeóir ⁊ fear do ḃeaḋ ag leigint fuastar air ⁊ é díoṁaoin.
Margaḋ .i. beurla ann .i. market .i.- gach ceannach le coinġioll.
Meall .i. gach cnopán nó meascán.
Méirseáil .i. gníoṁ fir chuireas smeara fa ní le cuimilt a láiṁe nó ṁeascas a láiṁ tria phrácás éigin salach.
Meang .i. rún ⁊ binib an uilc le duine.
Meur, meoir .i. clisteacht láiṁe chum goid do ḋeunuṁ.

Milleaḋ mada .i. leas-ainm do gach droch-ḟaor adhmaid.

Mrotamus (marṫmus) .i. reiṁre feola na plucaiḃ ⁊ na clogaiḃ ar duine.

Mocharach .i. gach ní ar a mbí mochar .i. muchal gruaige nó coilleaḋ.

Mustar .i. gach tóirtéis dána taiḋ-ḃreach.

Mútóg .i. laiṁniḋe croicinn ar chnocadóir aitinn do ḃuain ⁊ gach duine ná beaḋ lúth ná cleas ina meuraiḃ acht dála fir na mutóige.

Nach .i. cuirthear ar .acht. go minic.

Olc .i. gach droch-ṁian nó rún millte ḃíos istiġ ag neach le neach oile.

Peutar .i. pewter. atá .is mear do chuirinn-se beach díom. i sean-aṁrán .i. an tráiġ do chur de. ba ḋóiġ leo beech do ḃeith ann .i. mias nó meidir ⁊ do chuir fear le greann éigin peutar in áit beech.

Piuc .i. galar ar sicíniḃ.

Plaiḋc .i. gach sean-hata gan stiuir ná feirc air. beiḋ plaiḋc air .i beiḋ breall air.

Pléiḋ, pléiḋ leis .i. beith ar chuiḃ-reann drochḋuine ná d'iarraiḋ maireachtain 'na aici.

Plubġail .i. glór uisce i mbróġaiḃ ⁊ aroile.

Preicleachán .i. gach leanḃ nó duine mbeaḋ pus air ag béice i gcoṁnaiḋe.

Priosla .i. gach seile ruġin sniġeas as a ḃeul le duine.

Prugóid .i. gach deoch leiġis.

Puaice .i. gach plaiḋc amadáin gan scruis gan deallraḋ.

Pacaire .i. gach peidléir .i. packer.

Pusaire .i. gach béiceacháiniḋ leinḃ.

Rachmus (rath-mus), an clú agus an t-aḋ ḃios le duine ba mór le a ráḋ.

Raelthán .i. gach roth.

Rath .i. gach áḋ nó sochar nó toraḋ theagann ar ní.

Riach .i. ainm ar an diaḃal é sin.

Roḃarta .i. an lán-tuile mara le linn rae láine nó nua.

Rón .i. gach úrla nó feusóg .ruan adeirtear.

Rothlach .i. gach ropaire barbarḋa fir nó mná.

Rúcáiniḋ .i. gach duine balc brioġ-ṁar borb.

Sad a .i. ón ní as resiu ⁊ .do. ⁊ béim

ar an ní ar —siṗ.

Saeth .i. saith .i. gach olc.

Saineaṁail .i. gach speisialta ⁊ gach ní ar feabas.

Saṁaiḋ (sabaiḋ ?), .i. gach leanḃ reaṁar codlatach.

Samaire .i. gach seachbaid.

Sáṁán .i. gach leath-suan socair réiḋ.

Sanntach .i. gach fuinneaṁ le fonn.

Saoġal .i. gach dáil ṁaith socair i mbí duine.

Scannraḋ .i. ciocras chum biḋ.

Scartacha, an t-iolraḋ ar so do gnáth .i. na sceaṁóga ⁊ na hae i gcléiḃ ḋuine.

Scata .i. gach ál nó sluaġ.

Sceilpéireacht .i. gach goid ⁊ sciolpaḋ doġní ropaire.

Sceim .i. gach cúram.

Sceoin .i. gach ciocras ⁊ mian agus sainnt chum biḋ nó gnó nó chum an tsaoġail.

Sciobaim .i. ní do sciob dam nó do stracaḋ liom.

Sciolpaḋ .i. gach ithe santach nó alpaḋ.

Scolb .i. an tslisneóg nó cipín dairġe le ngreamuiġthear an tuiġe ag cur dín nó ceann ar tiġ.

Scrioraṁnach .i. gach sladaire mór millteach borb.

Seanchus .i. gach caint gan árd.

Seár .i. beurla ann .i. jar.

Seibionach .i. gach beathaḋach bog óg mbeaḋ fás tar aois ann.

Seochus .i. láiṁ le ní nó i gcompráid leis.

Seo-giḋ .i. deireaḋ na bréithre ag furáil ní ar ḋaoiniḃ do cuireaḋ leis an ní ar .seo. Agite isan Laidin.

Soilseach .i. gach maith.

Sláimín .i. gach smeurachán salach do ġearr-chaile.

Sláinte .i. gach obair doġní ċeardaiḋe nó fear oibre oile.

Slat-ríoġḋa .i. an bior airgid ḃíos i láiṁ ríoġ 'na réim thóicheastalach.

Sliocht .i. gach lorg ainṁeaḋa nó carbaid ⁊ clann duine ⁊ clann a chloinne as sin amach.

Slogaim .i. longaḋ do ḋeunuṁ ḋam .i. ól le hairc go sanntach.

Smachtaoin .i. mailleud beag smachtaoin crón .i. únsa tobac.

Smeurachán .i. gach stumpa leinḃ smeartha ḋuiḃ.

Smíste .i. gach duḃsamáiniḋ duḃ duairc doicheallach nó gall duḃġaill. beurla ann smeech, smeek?

Snab .i. gach sáilín caithte coinnle

⁊ gach smól beag ar ḃuaicear coinnle ar laraḋ ⁊ an barr nó buaiḋ nó clú ḃíos ar ní tar gach ní aile.

Snag .i. gach béim billeóige ag glanaḋ na ngeug do chrann nó do Thor aitinn iar n-a ḃuain.

Snáṁaiḋ .i. gach báraire leinḃ gan bail do ḃeaḋ dá ḟníoṁ amach.

Snarr .i. gach maire.

Sníoṁach .i. gach ní ḃíos ag a chaicheaṁ.

Snong .i. fáinne iarainn sin fa luirig sprionga .i. fa aḋmad na coire dá ḟáirceaḋ áit i dtéid an t-iarann ann isteach.

Spadaire .i. gach duine leibiodách marḃ-intinneach gan lúth gan ḃriġ ann.

Spíce .i. gach tarrainge.

Sprioc .i. gach feiḋm ⁊ foġa chum oibre.

Stad, gan stad .i. gan ṁoill,

Stochaḋ .i. na giobail do stracaḋ do ní.

Strupais .i. gach bean leibiodach gan strus.

Strus .i. gach léireacht gnó ⁊ tiġeara gan fuiġleach faillıġe ⁊ deallraḋ na hoibre ar duine ⁊ a chuid don traoġal.

Stulcaiġim .i. ní do ḋeunuṁ ró-

thiuġ nó ró theann dam.
Srumpaiġim .i. ní do ḋeunum cruaiḋ tiuġ na stumpa ḋam.
Súdramán .i. gach spairt leisgeaṁail do ḃeaḋ caithte sa chúinne.

Taise .i. truaġ nó trócaire.
Tál ar neach .i. diul cíocha do thaḃairt air.
Teacht .i. imtheacht aṁail atá .an míse ag teacht.
Teagaim .i. moḋ foagomal ann ón ní as tigim.
Teanchur .i. cóir ag gaḃainn chum breith ar bruth iarainn.
Theiceam ⁊ thocam .i. seo leat nó seo-giḋ liḃ .i. glaoḋach caḃartha nuair árduiġthear ní ⁊c.
Thit .i. eist do ḃeul.
Tinteán .i. teallach tiġe.
Teugar .i. gach ní mór-luach nó a mbí toirt ann.
Tnáithte .i. gach caithte truaġ nó bocht.
Tocht .i. an buaḋairt croiḋe agus aigne ná fuiġḃthiḋe a scéitheaḋ amach.
Tochus .i. gach feim d'iongnaiḃ ar a chroiceann doġní duine áit ar ġáḃaḋ é.
Toicín .i. gach gearr-chaile beag beadaiḋe.

Toirrchiṁ .i. gach táṁ-chodlaḋ trom,

Tistiún .i. píosa cheithre bpingin.

Tormus .i. preiceal nó mustar nó stailc ar duine.

Tortach .i. stealladh gach féile cainte.

Tuaraisc .i. gach eugcosc nó cúntas cruinn.

Túcáiliḋ .i. gach duine sulach do ḃeaḋ ag méirreáil. beurla ann .i. tucker.

Tufalaisc .i. gach duine salach oitir liobarrach.

Tulcais .i. gach bromach mór fiaḋ-ain mná.

Tuirraic .i. gach tuitim nó leagaint.

Tuitim le .i. nuair ḃíos duine i dteantaiḃ ag dul i luime d'iar-raiḋ daoine uile do chothuġaḋ.

Uḃall ríoġ .i. an t-uḃall óir ḃíos i láiṁ an ríoġ ⁊ é in a réim thréi-cheastalach.

Ucht .i. an clár ótá bráġa go bruinn.

---

Ḃíoḋ an méid-se im ḋiaiḋ do ġluais ar ḟoclaiḃ atá ag buain leis an ngrammaidig is an leaḃrán so.

Béim gotha .i. accentus.

Ceangal coiḃneasta .i. pronomen relativum.

Foaġoṁal .i. modus subjunctivus.
Foirbthe .i. tempus perfectum.
Geinidin .i. genitivus.
Iolraḋ .i. pluralis.
Réaṁ-fuiḋigthe .i. praepositio.
Srónġail .i. *n*, vel sonus nasalis.
Toġarthaiḋ .i. vocativus.
Tuiseal .i. casus.



